Imṫeaċta an Oireaċtais,

1898.



# THE PROCEEDINGS

OF THE

SECOND

# OIREACHTAS

HELD IN DUBLIN

On TUESDAY, 24th MAY,

1898,

INCLUDING THE

## IZE ESSAYS, STORIES AND POEMS.

EDITED:

*THE PROSE PIECES BY*

NORMA BORTHWICK,

*THE POEMS BY*

TADHG UA DONNCHADHA.



PRINTED FOR

THE GAELIC LEAGUE,

24 UPPER O'CONNELL STREET, DUBLIN,

SEALY, BRYERS & WALKER, MIDDLE ABBEY STREET

PRICE 1s. 6d. NET.

# "An Claiḋeaṁ Soluis."

*The Gaelic League Weekly.*

***Editor:* JOHN MacNEILL, B.A.**

---

Sixteen pages, part Irish and part English.

---

Irish and general news in Irish.

Irish agriculture, trade, finance, etc., in Irish.

Literary articles, short stories, anecdotes, songs, etc., in Irish.

---

The progress of the Irish Language Movement, Reports of Gaelic League Branches, etc., in English.

Articles dealing with the Language question, literary articles, reviews, etc., in English

---

*PRICE ONE PENNY.*

Annual Subscription, post free, 6s. 6d.

---

Address—THE MANAGER,

"An Claiḋeaṁ Soluis,"

24 UPPER O'CONNELL STREET

DUBLIN.

Imṫeaċṫa an Oireaċṫais,

1898.



# THE PROCEEDINGS

OF THE

SECOND

# OIREACHTAS

HELD IN DUBLIN

On TUESDAY, 24th MAY,

1898,

INCLUDING THE

## PRIZE ESSAYS, STORIES AND POEMS.

EDITED:

*THE PROSE PIECES BY*

NORMA BORTHWICK,

*THE POEMS BY*

TADHG UA DONNCHADHA.



PRINTED FOR

THE GAELIC LEAGUE,

24 UPPER O'CONNELL STREET, DUBLIN,

BY SEALY, BRYERS & WALKER, MIDDLE ABBEY STREET.

# EDITOR'S NOTE.

In the month of June last I undertook to prepare these proceedings for the press, with the assistance of Taḋg ua Donnċaḋa, who kindly edited the poems. As regards the prose pieces, I have restricted the editing to the correction of obvious slips of the pen and of spellings incompatible with the Irish phonetic system, believing that both the competitors and the public would wish the pieces to appear as nearly as possible in the state in which they won the approval of the judges.

NORMA BORTHWICK.

*Dublin, December*, 1899.

# Programme of the Oireachtas.

## PART I.

Address ... ... —— .. The President.

Reception of Delegation from the Mòd of Scotland.

The Oireachtas Ode ... —— ... Dr. Douglas Hyde.

Adjudication on Competitions Nos. 20 to 25.

Harp Solo { (*a*) "The Goll" (*b*) "Sir Festus Burke" (*c*) "Banks of Shannon" (*d*) "Carolan's Receipt" (*e*) "Irish Jig" } Mr. Owen Lloyd.

Song "péarla an ḃrollaiġ ḃáin" Miss Harriet Rose-Byrne
("The Snowy-breasted Pearl")

Irish Pipes ... ... Selections ... Mr. T. Rowsome.

Adjudication on Competitions Nos. 1 to 6.

Highland Song "Fear a' Bhata" Miss Emily Macdonald.
("The Boatman")
with cláirseaċ accompaniment.

Song ... "an ḟuiseóg" ... Miss Agnes Treacy.
("The Skylark")

Highland Song "Ho-ro mo nighean donn Bhoidheach" Mr. R. Macleod.
("My Brown-haired Maiden")

Band of Irish Harps { (*a*) "Carolan Concerto" (*b*) "Dear Harp of my Country" (*c*) "Planxty Connor" } Conductor: Mr. Owen Lloyd.

Song ... ... —— The Prize Winner (Lady).

Part Song "go mairiḋ ar nGaeḋilg slán" St. Gabriel's National School Choir, Dublin.
(The Rallying Song of the Gaelic League)

———

 INTERVAL. 

# Programme of the Oireachtas.

## PART II.

PART SONG — "Bán Ċnuic Éireann Ó" ("The Fair Hills of Eire O") — PRESENTATION CONVENT CHOIR GEORGE'S HILL, DUBLIN.

IRISH ADDRESS — "Gleuṡ na n-Gaeḋeal do ṁusglaḋ ar a neul" ("The means to rouse the Gaels from their slumber") — REV. J. M. O'REILLY.

ADJUDICATION ON COMPETITIONS NOS. 7 TO 11A

HIGHLAND SONG — "Hi oro 's na horo eile" — MISS EMILY MACDONALD.
(WITH CLÁIRSEAĊ ACCOMPANIMENT.)

HUMOUROUS SONG — "Oran na Caillich" ("My old Wife") — MR. R. MACLEOD.

IRISH RECITATION — —— — PRIZE WINNER.

HARP SOLO — (a) "Carolan's Devotion" (b) "Reel" (c) "Planxty Peyton" (d) "The Blackbird" (e) "Return from Fingall" — MR. OWEN LLOYD.

SONG ... "Aḃrán an earraiġ" ("Spring Song") — MISS HARRIET ROSE-BYRNE.

ADJUDICATION ON COMPETITIONS NOS. 12 TO 19.

SONG ... ... —— — PRIZE WINNER (GENTLEMAN).

IRISH PIPES ... "Irish Airs" — MR. T. ROWSOME.

ADJUDICATION ON DANCING COMPETITION.

IRISH JIG AND REEL — —— — THE PRIZE WINNER

---

Pianoforte—ANNIE W. PATTERSON, MUS. DOC

B

# The Adjudicators.

## Literature.

DAVID COMYN.

Rev. E. HOGAN, S.J., D. Litt., F.R.U.I.

DOUGLAS HYDE, LL.D.

JOHN MacNEILL.

Tomás Ó Flannġaile.

Rev. M. P. O'HICKEY, M.R.I.A.

Rev. PETER O'LEARY, P.P.

## Singing.

ANNIE W. PATTERSON, Mus. Doc.

P. W. JOYCE, LL.D.

## Recitation.

DOUGLAS HYDE, LL.D.

P. W. JOYCE, LL D.

JOHN MacNEILL.

Rev. M. P. O'HICKEY, M.R.I.A.

## Dancing.

P. J. LAWLESS, Cork.

P. NALLY, Dublin.

R. J. O'MULRENIN, M.A., Dublin.

an dara oireaċtas, 1898.

---

THE SECOND

# OIREACHTAS

**Held in the Rotunda, Dublin, on Tuesday, 24th May, 1898.**

---

Chairman:

**DR. DOUGLAS HYDE,**

**President of the Gaelic League.**

# COMPETITIONS

*In Original Irish Prose.*

---

## COMPETITION I.

Essay on "The Gaelic Writers of the Eighteenth Century." Two Competitors. Prize, £7.

Won by "Sáirséal"—William O'Byrne, St. Mary's, Maynooth College.

This Essay will be published in the *Gaelic Journal*.

---

## COMPETITION II.

Brief sketch of an Irish Historical Incident. Five Competitors. Prize, £5.

Won by "Fear Oibre"—Denis Fleming, Cork.

---

PRIZE ESSAY.

---

## Buaiḋ na nGaeḋeal ag Béal an Áṫa Buiḋe

"An deaċṁaḋ lá do ṁí August ['san mbliaḋain, 1598] do fearaḋ an iomarġail sin Áṫa Buiḋe."

Is iad sain briaṫra na gceiṫre Máiġistir, ⁊ cuirid siad i gcuiṁne dúinn go bfuil "oċt déag is ceiṫre fiċid" glórṁar eile i mbliaḋantaiḃ ár staire taoḃ amuiġ de ċeann na h-aoise déiġeanaiġe.

Agus ó's é nós ár linn-ne beiṫ ag déanaṁ droiċid meaṁraċ dúinn i gcionn gaċ céad bliaḋan idir laeṫiḃ móra na h-aimsire d'imṫiġ tarainn ⁊ ár laeṫiḃ féin, is fíor-oireaṁnaċ dúinn 'san mbliaḋain seo d'aois ár dTiġearna, oċt gcéad déag oċt déag 's ceiṫre fiċid, dearcaḋ siar tré na trí céad atá ar na lán-líonaḋ leis an mbliaḋain seo ar lá mór an ċompaic buaiḋe sin Béil an Áṫa Buiḋe.

Is feasaċ do'n uile Ġaeḋeal gur briseaḋ cat ar Ġallaiḃ an lá úd. Do tálaḋ an sgéal sain orrainn ó ċíċiḃ ár máiṫreaċ naċ mór. Aċt, ar a ḟon sain, ní féidir sinn do ḟár-ḟásaṁ go deo le n-a aiṫ-innsint. Is binn linn gaċ deisiuġaḋ nua doġeiḃmíd air, ⁊ giḋ gur fras-tiuġ lán-eolaċ iad na tuarasgaḃála air i leaḃraiḃ stairiḋeaċta, giḋeaḋ fós is osgailteaċ ocraċ ár n-aigne i gcoṁair tuilliḋ cúntais air.

Is árduġaḋ intinne dúinn leis ḃeiṫ ag smaoineaṁ ⁊ ag cuiṁniuġaḋ ar ġníoṁartaiḃ feaḃasaċa ár dtréan-ḟear, mar is tagta as dúinn dóċas ⁊ meisneaċ, ⁊ céimniġmíd i n-eolas ar ár dtír d'á ḃitin.

Triallam, d'a réir sin, siar seaċtair tré na bliaḋantaiḃ go dtárluiġmís ar Aoḋ Ua Néill ⁊ ar Aoḋ Ruaḋ Ua Doṁnaill ag smaċtuġaḋ Gall do gaċ leiṫ i nUlaḋ ⁊ ag torann-ḃéimniġ ar ċuṁaċta Gaill i nÉirinn.

Ba ḋluṫ-ċáirde an dias laoċ uasal sain ⁊ do ṁeanmnuiġeadar flaṫa ⁊ uaisle eile na h-Éireann, an méid díoḃ do lean de'n Ġaeḋealtaċt, ⁊ d'ḟás aondaċt iongantaċ idir ṁaiṫiḃ Gaeḋealaċa na tíre do ḃárr na deaġ-ċoigéileaċta do ḃuan-ḟeasṁuiġ idir an dís úd.

Do b'ḟeasaċ do Luċt Coṁairle na Bainríoġna Elisabet gur ḃaoġal mór d'á gceannas ar Éirinn cead cos do ḃeiṫ ag an mbeirt sin, aċt ba fánaċ dóiḃ 'san mbliaḋain seo, cúig céad déag oċt déag 's ceiṫre fiċid, taḃairt fá n-a ngaḃáil le feill no le ceilg, óir do ḃí na cártaoi sin imearta aca ċeana féin. Do ḃí ordóg a ċoise deise de ḋiṫ ar Aoḋ Ruaḋ Ua Doṁnaill mar ḃuan-ċuiṁneaċán ar laeṫiḃ a ḋóġrainge ag éalóḋ a' carcar an ċaisleáin sin Áṫa Cliaṫ, i n-ar ċaiṫ sé roinnt luaċṁar d'a ṡaoġal fá ċúram díl-ṁúirneaċ na nGall, ⁊ d'aiṁḋeoin a ndian-saoṫair ag cur goirte ar innil i gcoṁair Uí Néill, do teip orra gaḃáil air, ⁊ rud ba ṁeasa na sain, do ḃí a ḟios ag

Ua Néill go raḃadar ar a tí ⁊ anois ní raġaḋ sé i ngar ná i gcoṁfogus dóiḃ aċt i ḃfoċair a ṡlóiġ ⁊ i gcuideaċtain a ḟár-ḟear groiḋe lann-léadṁaċ féin.

Do ḃí na Gaill i gcuṁgaċ an ḃliadain seo gan ṁearḟall Ní raiḃ fogṅaṁ dóiḃ i ḃfeill ná i gceilg ⁊ do ḃí d'ḟiaċaiḃ orra claoiḋeaḋ le cogaḋ aṁáin ċum a gceannais do ṫárrṫáil.

Do ḃí Coṁairle na Bainríoġna i nÁṫ Cliaṫ ag meas ⁊ ag meáḋaċain na neiṫ sin lá i mí déiḋeanaiġ an tsaṁraiḋ nuair do ṫáinig sgéala ċuca ó'n dróing do ḃí aca i ḃPort Nua ar ḃruaċ na h-aḃann móire ar iomallaiḃ Tíre Eoġain, go raiḃ Ua Néill ag imṡuiḋe an ṗuirt sin ⁊ ná léigfeaḋ sé biaḋ ná beaṫaċaḋ do teaċt ċuca, ⁊ gur ġéarr go mbíoḋ orra géilleaḋ dó muna ḃfuiġdís caḃair ⁊ furtaċt uata.

Ar ḃfaġáil na sgéala sain dóiḃ do ċeapadar gur ṁitid dóiḃ smaċt-ḃuille teann do ṫaḃairt d'Ua Néill ⁊ ar an intinn sin do ṫionóladar sluaġ mór de ṡaiġdiúiriḃ na bainríoġna go raiḃ ceiṫre míle d'á gcois ⁊ sé céad d'á ṁarcraḋ i gcionn a ċéile aca, ⁊ do cuireaḋ an buiḋean ṁór sain de na saiġdiúiriḃ do ḃ'ḟearr do ḃí aca i nÉirinn ag triall ar an ḃPort Nua, le lón de ḃiaḋ ⁊ de ḋiġ, de ṗúdar ⁊ de lúġ ⁊ de gaċ rud eile do ḃí oireaṁnaċ dóiḃ féin ⁊ do'n dream do ḃí i n-uireasba orra 'san ḃPort Nua.

Do ċuala Ua Néill go raiḃ an tionól úd d'á ḋéanaṁ aca ⁊ ċuir sé fios ar Aoḋ Ruaḋ Ua Doṁnaill d'á impiḋe air teaċt ċuige ċoṁ tapaiḋ ⁊ do ḃ'ḟéidir dó ⁊ ċoṁ líonṁar sluaġ ⁊ d'ḟéad sé leis. Is maiṫ d'ḟreagair Ua Doṁnaill é ⁊ gan ṁoill do ġluais sé ó ṫuaisceart Connaċt d'á ionnsuiḋe ⁊ do réir mar do ċuaiḋ sé ar aġaiḋ le n-a buiḋin féin do ṫáinig maiṫe ⁊ muinntir Ċonnaċt ⁊ Ulaḋ ċuige ċum dul n-a ċuideaċtain ag triall ar Ua Néill, go raiḃ árd-ṡluaġ meanmnaċ d'á leanṁuin ar roċtain Uí

Néill dó. Le n-a linn seo do ḃí na Gaill ag déanaṁ rómpa ⁊ luiḋeadar ó Aṫ Cliaṫ go dtí an Iubar ⁊ as sain go h-Árdmaċa. D'ḟanadar oiḋċe i nÁrdmaċa ⁊ lá ar n-a ḃáireaċ do ġluaiseadar amaċ a' h-Árdmaċa ag triall ar an bPort Nua.

Ḃí dearḃráṫair mná Uí Néill, Sir Hanraoi Bagnall i gceannas an tslóiġ Ġallda ⁊ i dtaoḃ ⁊ gur ṗós a deirḃ-ṡiúr Ua Néill, ní raiḃ duine i nÉirinn fá'n am sain gur ṁó a ḟuaṫ dó 'ná d'Ua Néill mar gur d'á aiṁḋeoin ⁊ i n-aġaiḋ a ṫoile do ṗós sí é. Do ḃí d'á réir sin an dá ṡluaġ naṁdaċ sain do ḃí d'á n-innealluġaḋ féin i gcoinniḃ a ċéile an lá sain fé ṫreóir beirte ba naṁdaiġe d'á ċéile fós 'ná an dá ṡluaġ féin, ⁊ má ḃí coṁrac le fearaḋ dá ríriḃ riaṁ do b'é coṁrac an lae sin é. Ḃí sluaiġte Uí Néill ⁊ Uí Ḋoṁnaill i ndeaġ-eagair i n-áit do toġaḋ dóiḃ le h-Ua Néill, tuairim is dá ṁíle ar an dtaoḃ ṫuaiḋ d'Árdmaċa, idir dá ṁáġ go raiḃ coill ṁór d'aon taoḃ de ⁊ móin do'n taoḃ eile de. Tugaḋ ar an áit sin Béal an Áṫa Buiḋe mar go mbíoḋ uisge na h-aḃann ann salċuiġṫe le h-úr bog buiḋe na móna. Do rinneaḋ clais ṁór doiṁin le Gaeḋealaiḃ ag bun an ċnoic os cionn Áṫa Buiḋe, san ċonair i n-ar ċaiṫeaċtain do Ġallaiḃ teaċt d'á n-ionnsuiḋe, ⁊ do ḃí an clais sin clúdaiġṫe aca le féar ⁊ droiġneaċ i dtreo nár samalta an áit i raiḃ sé aċt le talaṁ coṁṫrom fé mar ḃí n-a timċeall.

D'ḟan Ua Néill ⁊ Ua Doṁnaill ⁊ taoisiġ eile Ulaḋ i bfoċair a slóiġ ag riarugaḋ a mbuiḋean ⁊ ag feiṫeaṁ le Gallaiḃ go bfacadar ċuca iad de ḋruim an ċnoic. D'oll-éiṁeadar na Gaeḋil le neart naṁdaċta ⁊ meanman ar bfeicsin dóiḃ an sluaġ Gallda, aċt do réir mar do líonadar tar an gcnoc do ġaḃ imṡníoṁ ⁊ trom-ċúram Ua Néill ⁊ Ua Doṁnaill fá líonṁaraċt na nGall ⁊ fá ḟeaḃas a n-órduiġṫe, ⁊ do luiḋeadar amearg a ndaoine aga ngríosaḋ

⁊ aga meanmnuġaḋ le briaṫraiḃ brostuiġṫe ⁊ tar an uile niḋ eile d'á ndubradar leo is é rud do ċroiḋe-ḃruiṫnig iad ar fad an sgéal do noċtadar dóiḃ go ndéarnaḋ páirtine ag Naoṁ Bearcán go mbuaiḋfeaḋ Gaeḋil 'san áit seo lá aṁáin.

Má ḃí aon ṁeataċt ag baint leis an tsluaġ Gaeḋealaċ roiṁe seo, do léir-díbreaḋ an uile sgáṫ ⁊ sgamall di leis na ráiḋtiḃ sin ⁊ do ḃorb-ṫorann-ḃéiceadar le h-úrḃeir meisnig gur ġaḃ an sluaġ go léir aon anam aṁáin calmaċta ⁊ curaiḋeaċta i gcoṁair an ċoṁraic.

Níor ḃ'aon dream de leanḃaiḃ óga, áṁ, do ḃí aga n-innealluġaḋ féin ar an gcnoc os a gcóṁair, ḟaiġdiúirí froṁṫa fras-ġóntaċ sean-eolaċ ar a gceard do ḃ'eaḋ iad ⁊ níor ḃ'ḟada d'ḟanadar aga ndeisiuġaḋ féin ċum an ċaṫa aċt do lingeadar rómpa síos an cnoc 'n-a ruaḋ-ṫuile rabarṫa fá ḋéin na nGaeḋeal.

Mo ṫruaġ iad! Caidé sin d'imṫiġ ar an gcéad fuireann díoḃ? Cad iad na h-ollġárṫa bárṁara sin ag éirġe as an gcarn mór snamuiġṫe treasgarṫa úd ag bun an ċnoic? Gan fiú urċair caiṫte leo fós! Gan duine de Ġaeḋealaiḃ n-a n-aice!

Mo ṫruaġ iad! Do ḟíosadar an clais ⁊ do líonaḋ an doiṁin-log leo n-a gconablaċaiḃ d'á saltairt fá ċosaiḃ a gcoṁluċta féin ag déanaṁ bóṫair társa! O! ainsgíor-ṁaraċt an ċogaiḋ! Féaċ ar an tonn mór daoine sin d'á mbáṫaḋ ⁊ d'á múċaḋ ⁊ gan de ċúram ag a muinntir féin ionnta aċt ród do ḋéanaṁ tar a gcorpaiḃ!

'Seaḋ, ⁊ tá sain déanta ⁊ anois i gcoinniḃ a ċéile gaḃaid Gaeḋil ⁊ Gaill. Á, is aḋḃalṁór neaṁ-ḟearcaṁuil an t-iombualaḋ úd ⁊ is tréan-ṁór an teann-ḃruġaḋ do-ġníd an dá ḟuireann i gcoinniḃ a ċéile. A Ġaeḋil, a Ġaeḋil, anois an t-am ċum fírṫe na páirtine! Ná cuiriḋ

bréag i leiṫ ḃúr naoiṁ! Ná buailiḋ go fann! Do b'ḟearr ná rugaḋ riaṁ riḃ má ṁeatann neart agaiḃ san imreargabáil cinneaṁnaċ so. 'Seaḋ, 'Seaḋ! Leanaiḋ liḃ. Tá na Gaill ag iompóḋ. O! a ḃuiḋe leis an Tiġearna táid i ruaḋ-raon maḋma! Siar leo! Siar leo! Maiṫ, a Ġaeḋil, maiṫ, a ḟaor-ċlann Ṁiliḋ, maiṫ, a ṫreoin ċalma ag troid ar son saoirse. Táid na Gaill ag teiṫeaḋ róṁaiḃ. Tá a dtaoiseaċ ṫíos! Tá Bagnall sínte ar lár, agus O! caidé an pléasgaḋ oll-ġlóraċ úd ṫiar ameasg na nGall! Táid na spéarṫa ar ḃallċriṫ! ⁊ féaċ! caidé an radarc uaṫḃásaċ úd is na sgamallaiḃ! Tá an t-aer os cionn an ċnoic n-a h-aon ḃrat fola smúit ⁊ miota daoine! Á, is luaṫ do leaṫ an sgéal. Do ṫuit sméaróid i meaḋon an ṗúdair do ḃí ag na Gallaiḃ ⁊ do caiṫeaḋ suas san aer leaṫ-trian d'á ndaoiniḃ, suas n-a ngiotaiḃ, suas n-a meallaiḃ cró, ⁊ truaiġe tar truaiġiḃ d'á gcoṁluċt i raon maḋma, anuas orra do ṫúirling an ḟearṫainn fola! D'á múċaḋ, d'á ndallaḋ, d'á ndeargaḋ, d'á gcur i rioċtaiḃ uṁanġealtaiḋeaċta. Ní raiḃ dóiġ ná tuairim seasta anois aca. Ba ṫréad caoraċ iad ag teiṫeaṁ roiṁ macaiḃ tíre. Do léimniġeadar Gaeḋil n-a ndiaiḋ aga dtreasgairt ⁊ aga sciorrḃaḋ ⁊ ba ṫnáiḋte gonta brúiġte an dream díoḃ do rug a mbeaṫa leo tar' n-ais go h-Árdmaċa. Do leanadar Gaeḋil iad go h-Árdmaċa ⁊ d'iomḟuiḋeadar an áit sin ⁊ do ḃí ag sgaoileaḋ urċar uaṫa ar na Gallaiḃ go ceann trí laeṫe gur sguireadar na Gaill d'á gcosnaṁ féin ⁊ gur ċuireadar teaċta ċum Uí Néill ag geallaḋ dó go ḃfágadaois Árdmaċa ar ċoingioll go ḃfaġdaois anacal ó Ġaeḋealaiḃ ag imṫeaċt dóiḃ ⁊ go ḃfaġaḋ luċt an ṗuirt nua an díol céadna ⁊ go ḃfaġdaois go léir a dtionnlacan saor a' Ulaḋ go roċtain Ḟine Gall dóiḃ.

D'aontuiġ na Gaeḋil leis an gcoingioll sain aċt ná béaradaois leo aon lón de ḃiaḋ, de ṗúdar, de luġ ná d'aon

niḋ eile, ⁊ do ċait na Gaill péiḋtiuġaḋ leis sin, ⁊ níor ṁiste ḋóiḃ é, mar do ḃí a lán de Ġaeḋealaiḃ aduḃairt nár ċeart a léigion amaċ i n-aon ċor go ḃfaġdaois go léir bás de ġonaḋ nó de ġorta. Giḋeaḋ, tráṫ do tionnlacaḋ iad a' Ulaḋ go Fine Gall ⁊ do ġaḃ Ua Néill ⁊ Ua Doṁnaill sealḃ ar an ḃport Nua ⁊ ar Árdmaċa, gur aṁlaiḋ sain d'éiriġ le Gaeḋealaiḃ ag Béal an Áṫa Buiḋe.

FEAR OIBRE.

---

**COMPETITION III.**

Essay on "The Best Means of Keeping Alive in Irish Hearts the Memory of the Heroes of Ireland." Two Competitors. Prize, £3 3s (Presented by Miss E. Skeffington Thompson.)

Won by "Máġ Aí"—Timothy Ward, Belfast.

---

PRIZE ESSAY.

---

## De'n t-Sliġe is feárr le'r ḃ'féiḋir linn cuiṁniuġaḋ laoċ na h-Éireann do ċoiṁeád beo i g-croiḋṫiḃ na n-daoineaḋ.

"Is gile an ġlóir do scaipeas ár n-Alfred féin ar an naoiṁeaḋ h-aois, 'ná scaipeas Searlus Mór agus an Caliṗ Harún ar an oċtṁaḋ h-aois."

Nuair ḃiḋeas ann mo ġársún ar scoil, tá roinnt bliaḋain ó soin ann, do léiġeas na focail so ḟuas ins an seiseaḋ leaḃar léiġṫe do ḃí d'á ṁúnaḋ ins na scoileannaiḃ an tan sin; agus is doċa go ḃfuil an saġas céadna teagaisg d'á ṫaḃairt do 'n aos óg ionnta go fóil. Má tá féin, ní mian liom a ráḋ ann so gur droċ-ḟóġluim tráċt nó ceaċt ar Alfred, nó naċ g-cuirfiḋe i leaḃar léiġṫe é, aċt is é mo ḃaraṁail naċ cóir a leiṫéid do ḋuine do ċur os coṁair súl nGaoiḋeal óg agus a liaċt laoċ d'á g-ciniḋ féin is mó clú, cáil agus gaisge 'ná é do leigint i n-dearmad agus i ḃ-faillig ar fad. Agus ní cuiṁin liom go raiḃ focal nó tráċt le fágail ar ḋuine acu i n-aon leaḃar léiġṫe d'á raiḃ d'á ṁúnaḋ an tan sin. B'féidir gur ab é

so an faṫ fá b-fuil daoine na h-Éireann ċoṁ aineolaċ ⁊ atáid i seanċus a d-tíre. Má's fíor sin agus ma's mian linn cuiṁniuġaḋ laoċ na h-Éireann do ċoiṁéad beo i g-croiḋtiḃ na n-daoineaḋ, ní fuláir dúinn seanċus agus teanga na tíre do ċur d'á múnaḋ ins na scoileannaiḃ tíoramla. Aċt cionnus déanfaiḋe é seo do ḋeanaṁ? Ní'l cuṁaċt ar biṫ ag na daoiniḃ ar an dream a b-fuil cúram tabarṫa suas an aois óig acu. Tá cuid ṁaiṫ de na daoiniḃ fós gan aon truim i seanċus nó i d-teanga na tíre acu; agus is dóċa naċ maiṫ leis an dream úd do luaḋmar ṡuas a leiṫéid sin de ṫeagasg do ḃeiṫ d'á ṫabairt ins na scoileannaiḃ. Aċt is cuma linn-ne sin.

Is é mo ḃaraṁuil go g-caiṫfiḋ Connraḋ na Gaeḋilge tosaċ do ḋeunaḋ agus gluaiseaċt do ċur ar bun agus na daoine go léir do ċorruġaḋ agus do ġríosaḋ suas, agus a ċur i n-iúil dóiḃ nac cóir laoċra na h-Éireann do beiṫ i n-dearmad mar atáid a measg na n-daoineaḋ; agus gur dual dóiḃ an niḋ seo do ċur isteaċ ar an g-Clár Léiġin ar móḋ go g-caiṫfiḋ an Clár sin atarruġaḋ sliġe tabarṫa suas do ċur ar bun ins na scoileannaiḃ ionnos go m-b'ḟéidir leis an aos óg rud éigin d'ḟoġluim a d-taoiḃ na n-daoineaḋ mór do ṁair agus d'eug ar son na h-Éireann.

Feudamaoid fós mórán do ḋeunaḋ le molaḋ do na daoiniḃ aċt craoḃa do Ċonnraḋ na Gaeḋilge agus leabar-lanna do ċur ar bun ins na h-áitiḃ seo i naċ b-fuilid ar bun ċeana, agus léiġeaċta do ḋeunaḋ ar na laoċaiḃ a measg na n-daoineaḋ. Spreagfaḋ sé so aigneaḋ an aois óig, agus tiuḃraḋ sé orra fóġluim do ḋeunaḋ ar an nGaeḋilig mar is innti atá an t-eolus is foirleiṫne le fáġail ar na laoċaiḃ. D'oirfeaḋ sé go mór do'n ċúis seo, dá g-cuirfeaḋ na daoine comórtais litireaċda ar bun idir na Condaeṫiḃ ar nós g-cumann cománuiġeaċda agus a leiṫéidí.

Caoi eile fós le n-a d-tig linn a g-cuiṁniuġaḋ do ċoimeád beó, cuartanna ċum na n-áit i n-a bfuilid aḋluicṫe do ċomóraḋ, agus tionóla do ċur ar na daoiniḃ a ċoṁnuiġeas a d-timċioll na n-áit seo agus ar ḋaoiniḃ eile naċ iad, agus coṁráiḋte do ḋeunaḋ leó ar subáilciḃ, gaisge, agus mór-ġníoṁartaiḃ na laoċ so.

Tá ḋá ṗaipéar Gaeḋilge ar bun go daingean anois againn .i. páipéar míosa ⁊ páipéar seaċtṁaine. Is cóir dóiḃ ailt ar ár laoċaiḃ do ċloḋ-ḃualaḋ ó am go h-am, agus an niḋ ceudna do ċur airteaċ ar na páipéiriḃ eile ar a d-tugtar náiriúnaṁail, agus i n-ar féidir gaċ niḋ ḟágail aċt fíor-náiriúntaċd aṁáin.

Is mar so, measaim, is féidir linn cuiṁniuġaḋ ár laoċ do ċoimeád beo i g-croiḋṫiḃ na n-daoineaḋ.

MÁĠ AÍ.

---

## COMPETITION IV.

Essay in Irish, with an English translation, on "The Necessity of Supporting the Revival of Irish Industries." Two Competitors. Prize, £3 3s. (Presented by Mr. Bernard Doyle, Dublin.)

Won by "Commeen"—Cornelius Boyle, Doochary, County Donegal.

---

PRIZE ESSAY.

---

### AR RIAĊTANAS AIṪ-ḂEOḊAḊ SAOṪARAÍ NA h-ÉIREANN.

Le mórán bliaḋnta, ba é cuid de mo stuidéar ag breaṫnuġaḋ cad é an droċ-úsáid a ḃí na daoine d'á ḋeunaḋ de olann na gcaorac anns an áit cúl so de Ċondae Ḋún-na-nGall; agus go dóiġte gur mar sin atá in gaċ uile ċondae d'Éirinn, le taoḃ mar ḃí anns an trean aimsir mar atá ionnarta 'ndiu. Anns an am sin, ba ġnáṫ leis na mná an olann do ionnluġ go an-ṁaiṫ; é do ċárdáil, ⁊ annsan

é do ṡníoṁ. Ṫug so obair ṁaiṫ usáideaċ do'n ṁéid mná a ḃí annsa na h-áitiḃ seo. Cuirfeaḋ siad an snáṫ soir [go dtí] fíoġadaire fóġlumṫa, a ḃí farsuing tá tamal bliaḋnta ó ṡoin, ⁊ ḋeanaḋ siad seo eudaċ—mín ⁊ garḃ—áluinn ⁊ seasṁaċ, ċoṁ seasṁaċ ⁊ dá mbéaḋ sé ag cur ó ṁaidin go dtí 'n oiḋċe ní leigfeaḋ sé tríd aon deor.

Le cóṁairle luċt siopaí stad so. Tá an olann ag dul anois soir factories, cuid in Éirinn, cuid in Albain ⁊ cuid i Sasan. Ṫig asta seo eudaċ an-áluinn, aċt ní ḟuil sé buan nó seasṁaċ. Tá luċt na siopaí mar agents ag na factories. Ceannuiġean siad cuid ṁaiṫ de 'n olann an-saor ⁊ fáġan ar a ḟoi eudaċ, a ḋíolan siad arís go an-daor. An ṁéid a ġlacas uċtaċ é ċur soir na factories, tá siad (leis an costas do ḋíol) díṫċeallaċ ag criteáil snáṫa ḟáġan siad ó luċt na siopaí. Tá sé brónaċ ḃeiṫ a' smuainteaḋ ar an luaċ beag atá na mná boċta ag fáġail ó na buic so ar son a gcuid saoṫair.

Olc agus mar atá so, tá neiṫe eile a ṫigid ar an criteáil so atá a ḃfad ḃfad níos measa, mar atá falsaċt ⁊ mórán peacaḋ. Tá siad ar siuḃal ó ṫeaċ go teaċ, 'na suiḋe fá na teinte. Is é mo ṁeas gur so falsaċt mór! Ní ḟuil siad 'na suiḋe mar so 'na dtost. Ní ḟuil! gan a dteanga ḃeiṫ ag iṫe a gcóṁarsan—so peacaḋ! Is é mo ṁeas gur b'é—agus falsaċt. Nuair a ḃí siad ag obair le olann a gcaorac féin níor obair é d'á dtiucfaḋ le aon duine do ráḋ gur obair falsa ná peacaċ a ḃí ann.

An t-eudaċ fáġas luċt na siopaí ar son an olna, ḋíolan siad é arís, ar luaċ fada; leis na daoiniḃ ceudna so, ó a ḃfuair siad an olann. Naċ ḃfuil bris[eaḋ] mór orṫa leis an obair so? Is é mo ṁeas go ḃfuil! Arís, ní ḟuil caiṫeaṁ ann ċoṁ maiṫ, ná leaṫ ċoṁ maiṫ, agus ḃí annsa an eudaċ ba ġnáṫaċ leó féin do ḋeanaḋ. Naċ so bris' mór eile!

Ní ṫig an t-eudaċ so san tír go léir, aċt téiḋean sé go tíre eile, agus tig in a áit brataċaí atá áluinn go leór le aṁarc orṫa, aċt ní ḟuil siad ábalta fuaċt nó feaṙṫain do ċongḃáilt amuiċ, ⁊ bíoḋ a ḟios agaiḃ go ḃfuil 'na n-aġaiḋ luaċ fada. Ní ḟuil siad buan, ⁊ ar an tiġ sin tá an-ċostas leo. Ag an pobal, ag an ḟaire, ag an tórraḋ, nó ag na margaíḃ do ṁeasfá, leis an eudaċ so atá lán farsuing sgaipṫe ann san tír seo, gur ameasg luċt na Sasan atá tú; agus má tá fear aca a ḃfuil culaiḋ d'eudaċ tíre air, tá teas-ġráḋ in do ċroiḋe dó.

Naċ so bris' mór airgid ⁊ faraoir! bris' mór croiḋe! Tá an olann ag imṫeaċt as an tír ⁊ beagán saoṫair ag teaċt ar a ṡon, ⁊ mórán de "beag a ṁaiṫ." Tá na mná aosda ⁊ óg ag obair le saoṫar gan mórán tairḃe, ⁊ támuid, ar ċóṁairle na n-agent so, ag cur amaċ as an tír an saoṫar a mbéaḋ tairḃe againn ar a ṡon. Tá an tír a ḃfad níos boċta leis an obair seo, ⁊ béiḋ, gaċ uile lá, ag éirġe níos boċta, mar [muna] nglacfaiḋ na daoine ciall, ⁊ an olann do oibriuġaḋ in a gcuid tiġ mbeag féin in gaċ uile ġleann ⁊ ar gaċ uile ṫaoḃ-ċnoic in oileán glas na h-Éireann. Ní ḟuil teas oiḋċe ná lae anns na tiġṫiḃ seo, mar ba ġnáṫaċ, ⁊ ar sean nó óg ní ḟeicfiḋ tú aon ḃall d' eudaċ dá ngoirfear measal dó.

A! tá caill ⁊ bris'-croiḋe mór eile le cur ar siuḃal an olna fríd [tríd] láiṁiḃ luċt na siopaí. Tá na daoine i ḃfiaċaiḃ dóiḃ, ⁊ mar sin díolan siad an olann leo ar luaċ an-ḃeag. Ag na daoiniḃ, ní ḟuil tairḃe ṁór acu ó olann a gcuid caoraċ, ⁊ nuair a ċíd siad so, tá siad neaṁ-ḟuimeaṁail ionta. Tá na cnoic, a ḃí (tá tamall bliaḋnta ó ṡoin) cúṁduiġṫe le caoraċaiḃ, lom dóiḃ anois! Seo bris' mór, ⁊ is doiliġ é a ċúntas. Le imṫeaċt an saoṫar so ṫáinig ar an gcuid is mó de na fiġeadóiriḃ (a ḃí a' deunaḋ

amaċ beata ṁearaṁuil ṡimpliḋe ar) do imteaċt go h-Albain ⁊ go Saran le n-a gcloinn, le beata d' ḟáġail, rud a diúltaḋ dóiḃ in a dtír duṫaiġe féin. Ċuaiḋ siad a ḃfad ó n-a gcáirdiḃ ⁊ ó n-a ngaoltaiḃ, ó na gleanntan ⁊ na cnoic a raiḃ ionṁuin mór in a gcroiḋe dóiḃ. Tá siad caillte orainn go deo! ⁊ naċ brónaċ so dúinn! Ní ḟuil an deaġ-ṡómpla ar a gcloinn a ḃí acu anns an tír uasal álainn so; ⁊ mar sin, is gnátaċ leo tuitim isteaċ i m-beusaiḃ olca, a ċuirfeas iad féin ⁊ a n-aiṫreaċa ⁊ a máiṫ-reaċa faoi na fódaiḃ glasa go luat.

Mo ḃeannaċt agus go raiḃ beannaċt Dé ar aon duine, fear nó bean, a ḋeanas a ḋíṫċeall an saotar so d'aiṫ-beoḋaḋ in ár measg arís, mar a ḃí sé anns an trean-aimsir. Seo saotar olna na gcaoraċ. Tá sé riaċtanaċ é aiṫ-beóḋaḋ. An toraḋ ḃíḋeas ar na sploitín talaiṁ, díolan siad é ar luaċ an-beag, ⁊ faġan ar a ṡon biad naċ ḃfuil leat ċoṁ maiṫ nó ċoṁ tairḃeaċ. Ar an gcoirce go h-airiġṫe is maiṫ liom labairt. Ní ḟuil an muilion beag le fáġail ann a ḋeanfaḋ na daóine min de'n ċoirce. Ní ḟuil! Tá siad ar siubal ⁊ na fir leo. Tig an coirce ar ais 'na ḃiaḋ brónaċ ⁊ gan tairḃe, 'sé sin i gcuma biotálta. Ḃa ṁaiṫ an gníoṁ na muilinte beaga do ċur ar bun ⁊ an saotar so do ċur ar aġaiḋ arís. Dá ndeanfaí so, ḃéaḋ biaḋ níos farsunga tríd Éirinn go h-uile, ⁊ ní ḃéaḋ na fir ċoṁ sgapta ⁊ atá. Aiṫ-beoḋuiġiḋ an obair beag ṁaiṫ so!

Ḃí anns an am a ċuaiḋ tart, in gaċ baile Condae, oibreaċa ag deanaḋ leatair ⁊ as an leatar so do deantaoi bróga maiṫe ⁊ iad láidir, dian, seasṁaċ. Tá seó ar siubal. Agus in áit na mbróg a ḃi againn tá bróga, tig anall as Albain, ⁊ as Saran (an ċuid is mó acu), aċt ní ḟuil ionta aċt an t-ainim. Ní ṁairean siad a ḃfad, ⁊ ní ḟuil ionta seasaṁ fad ⁊ mairean siad. Ċuir teaċt na mbróg so sa

tír ár gcuid gréasuiḋe 'na dtost, ⁊ fágan orainn costas mór le beagan sásaiṁ. Ḃí na h-oibreaċa a ḃí 'ḋeanaḋ an leaṫair a' taḃairt gléas saoṫaruiġṫe in ár dtír ḟéin do ṁóran daoine atá anois i dtírṫiḃ eile. Naċ ro ḃrón, ⁊ naċ brón é a ḃeiṫ 'cur airgid amaċ as an tír soir luċt céirde ⁊ fágailt luċt céirde maiṫe ár dtíre ḟéin follaṁ, ⁊ muid [sinn] féin gan mórán sásaiṁ! Leis na neiṫiḃ so d'aiṫḃeóḋaḋ arís, ḃéiḋeaḋ, 'sé mo ṁeas (⁊ feudaim a ráḋ tá mé an-ċinnte) go mbéiḋeaḋ ameasg ár ndaoine mboċt a ḃfáḋ níos mó sóġ. Go dtí go gcuirfear iad ar bun ní ḃéiḋ aċt glaoḋ gorta annsa na h-áitiḃ seo atá a n-easḃuiḋ orta, ⁊ sin gaċ uile ḃliaḋain. Ní ḃéiḋeaḋ, ann san, an iomad fir ⁊ mná ag imṫeaċt go tírṫiḃ eile, ⁊ go h-uile, go dtí go gcuirfear ar bun iad béiḋ Éire 'na ball dreoilín.

Le so a ċruaḋuġaḋ ⁊ do ḋeanaḋ soiléir, glacfaiḋ mé aiṫḃeoḋaḋ na h-iasgaireaċta ar ċóstaiḃ na h-Éireann ⁊ go h-áiriġṫe ar ċóstaiḃ na Rosaí, na gCealla-mbeag ⁊ Teelin i gConḋae Ḋúin-na-nGall. Ní ḟuil sé mórán bliaḋnta ó ḃí annsa na Rosaiḃ iasgaireaċt gan mórán tairḃe. Ní raḃ acu aċt báḋaí beaga ⁊ gléasa dona simpliḋe, ⁊ eolas ar iasgaireaċt ḟarraga go dona ⁊ go simpliḋe acu. Mar ḃí brón mór ar ṡagart na paráiste fá'n obair ḋona a ḃí ag muintir na tíre ṁóire ⁊ na n-oileán go h-uile d'á ḋeanaḋ leis an iasgaireaċt, ġlac sé uċtaċ ⁊ fuair sé dóiḃ gléasa níos fearr, le mian a gcuid iasgaireaċta ḃeiṫ níos tairḃiġe. Ṫug sé do láiṁiḃ eolaċa na gléasa seo, a riġne usáid ṁaiṫ dóiḃ ⁊ i ngearr-aimsir ḃí luaċ a saoṫair acu; niḋ a ċuir luṫġáir mór ar an tsagart, ⁊ ṫug dó uċtaċ níos mó de ġléasaiḃ do ḃreiṫ ċun tír. Le fonn ⁊ gráḋ mór do sgaip sé ameasg na n-iasgairí mboċt iad, ⁊ go fonnṁar ċuaiḋ siad do'n obair go ḋiṫċeallaċ, ⁊ dar m' ḟireann [ḟírinne?] ḃí luaċ a saoṫair acu.

Nuair a ċonnaic an sagart óg a ḃí ar oileán Aran ṁóir, an obair ṁaiṫ a ḃí ag dul ar aġaiḋ ar ċórsa na tíre móire, ġlac sé uċtaċ ⁊ ċuir ar aġaiḋ an iasgaireaċt a ḃfaḋ níos tréine ⁊ níos fearr. I gceann beagáin ama ċonnaic sé le aoiḃneas go raiḃ na daoine boċta leunṁara so a ḃí faoi n-a ċúram ag éirġe níos saiḋḃre. Mar ċonnaic an sagart óg na Gallaċoḃair so go raḃ na daoine fann in eolas iasgaireaċta, fuair sé anall as uaċtar na h-Alban fir fóġlumaiġe, a ṫug eolas do na daoiniḃ. De 'n ḟóġluim so, riġne na h-iasgairí uile usáid ṁaiṫ.

Le n-a ċuid oibre uile ċonnaic sé go raḃ niḋ eile in easbuiḋ ar na daoiniḃ so le n-a gcuid iasgaireaċta do ḋéanaḋ ċoṁ tairḃeaċ ⁊ ḃa ṁaiṫ leis. Fuair sé ḋá ḃáḋ ṁóra ḋóiḃ ó Albain. Leis an obair ṁaiṫ ṫairḃeaċ a riġne na báda so ṫáinig uċtaċ níos mó orṫa. Tá mórán acu ann anois

Nuair a fuair muintir na gCealla mBeag agus Teelin eolas ar an tairḃe a ḃí anns na bádaiḃ móra iasgaireaċta so a ḃí anns na Rosaiḃ, fuaradar cuid acu, atá anois ag deanaḋ, anns na h-áitiḃ so, obair ṁaiṫ ⁊ iasgaireaċt ṫairḃeaċ.

Tá d'airgead ag teaċt anns na h-áitiḃ so anois ceud ar son gaċ punt d'á raiḃ ag teaċt ionta nuair a smuainteaḋ na sagairt so ar saoṫar na h-iasgaireaċta do ċur ar bun níos fearr ⁊ níos fóġlumaiġe.

Ann áit boċtanaċt ⁊ an-ṡóġ anns na Rosaiḃ, anns na Ceallaiḃ Beaga, i dTeelin, ⁊ i gcórsaiḃ Condae Ḋúin-na-nGall, tá sóġ ⁊ aoiḃneas ionta anois.

Go gcuidiġiḋ Dia leis na sagairt so, marḃ nó beó.

commeen.

## COMPETITION V.

* Short original story, illustrative of Irish life. Four Competitors. Prize, £5.

Won by "Cú Ulaḋ"—P. T. McGinley, Vice-President, Belfast Branch, Gaelic League.

---

## COMPETITION VI.

* Short original story of Adventure. Two Competitors. Prize, £5.

Won by "Pádruig aċ Seáin"—P. J. O'Shea, Belfast.

---

## COMPETITION VII.

* Short original story of School Life. Two Competitors. Prize, £5.

Won by "Pádruig aċ Seáin,"—P. J. O'Shea, Belfast.

---

## COMPETITION VIII.

* Short original story on any other subject except the above [*i.e.*, Nos. V., VI. and VII.]. Five Competitors. Prize, £5.

Won by "Oisín mac Ḟinn"—James Fenton, Streamstown, Westmeath.

[* These four Prizes for original fiction were presented by the proprietors of the *Weekly Freeman*, and the successful stories became their property.]

---

## COMPETITION IX.

Historical Essay, in English or in Irish, on "The Causes which have led to the Decline of the Irish Language within the present Century." Four Competitors. Prize, £7. No award.

---

## COMPETITION X.

Composition in Irish for Juniors on one of the following subjects :—

(*a*) Description of Fair.

(*b*) Short account of the Life of some great Irishman. Prize, £2.

No entries.

## COMPETITION XI.

Three short humorous stories in Irish. Five Competitors. Prize, £2, (Presented by T. V., per Rev. J. E. Nolan, O.D.C.)
Won by "Séamus Duḃ"—J. J. Doyle, Glasgow.

---

PRIZE STORIES.

---

### I. Taḋg Óg.

Timċioll le leaṫ-ċéad bliaḋan ó soin do ḃí 'na ċóṁnuiġe a b-paróirde na Cille fear de ṁuintir Ṡúilliobáin. Taḋg a b' ainim do ⁊ ḃí feirm beag talṁan aige.

Ḃí mac ag an ḃfear so ⁊ ó ḃí Taḋg mar ainim air, do glaoḋaḋ Taḋg Óg air 'nuair ḃí sé 'na ġarsún ⁊ lean an t-ainim seo é 'nuair ḃí sé 'na Ṫaḋg críona, agus clann a ċloinne ag éiriġe suas timċioll air.

'Nuair a ḃí Taḋg Óg oċt m-bliaḋan d'aois ċuir a aṫair ar sgoil é. 'S an am so ní raiḃ focal 'na ṗluc aċt Gaeḋilge. Níor labair a ṁáṫair aon teanga eile go d-tí lá a báis ⁊ is ró anaṁ a ċualaḋ sé focal Beurla ó n-a aṫair. Ní raiḃ aon ainim Beurla ar rud istiġ ná amuiġ acu, aċt "Captain," an gaḋar, agus "Bill," an t-asal.

D'iarr an máiġistir ar Ṫaḋg an raiḃ Beurla aige. Duḃairt Taḋg ná raiḃ, aċt go n-déanfaḋ sé a ḋíċeall í ḟoġlaim.

Tairéis beiṫ ar sgoil beagán aimsire ní raiḃ an garsún a' foġlaim puinn Beurla, agus mar ġeall air seo do cuireaḋ an "Signum" le caiṫeaṁ air.

Cipín beag b'eaḋ an "Signum" do croċtaoi le córda ar ṁuineál aon sgoláire go d-téiḋeaḋ sé amaċ air beiṫ a' labairt Gaeḋilge. Curtaoi sgór air seo an-aġaiḋ gaċ

focail Ġaeḋilge do ċuitfeaḋ ar ḃeul an ḃuaċalla. Go deiṁin do leigeaḋ na sean-ṁáiġistrí sgola orra go n-inneósaḋ an "Signum" féin ar aon ġarsún nó cailín beag ḃeiḋeaḋ a' labairt Gaeḋilge. Ḃí Taḋg Óg 'na ḃuaċaill an-áiseaṁail 'sa ḃaile. Is é ṫiomáineaḋ na ba aḃaile ċun crúiḋte ⁊ a ċuireaḋ iad ar-t-oiḋċe 'sa d-tuair. Dá m-béiḋeaḋ beiṫiḋig na gcóṁarsan a' teaċt ṫar teorain is ar Ṫaḋg a glaoḋfaoi ċun iad a ċur ar n-ais.

Nuair a ḃéiḋeaḋ blúire ime ar iarraċt a' teasḋáil ó n-a ṁáṫair ċun soiteaċ a ḋéanaṁ suas a gcóṁair lae an ṁargaiḋ b'é Taḋg an teaċtaire do b'ḟeárr a ċur ar a lorg.

Aċt anois faraor; ní'l maiṫ ná tairḃe ann. Nuair a raġan sé a' taḃairt na ba a ḃaile ní leigean eagla ḋó labairt leo a n-Gaeḋilge, mar ba ġnáṫaċ leis. I n-inead "nó 'ḃaile" 'sé deir sé "Home, home." Seo caint ná tuigean na ba. Ní féidir leis glaoḋaḋ ar ainim aon ḃó. Ní 'l orra aċt "Caṫaireaċ," "Donnaiḋe," "Ceanniḋe" nó "Maol"—Gaeḋilge iad go léir.

B'é an sgeul céadna ar gaċ níḋ eile do ċuaiḋ Taḋg ċun a ḋeunta.

Tairéis seaċtṁain a ċaiṫeaṁ mar seo, ḃí Taḋg boċt agus cáċ eile fé ġein a tíġe tuirseaċ de'n "Signum," agus duḃairt Taḋg leis féin go m b-feárr leis ḃeiṫ gan Ḃeurla go deó 'ná ḃeiṫ 'na ḃalbán seaċtṁain eile.

Ḃí aṫair Ṫaiḋg 'san aigne céadna, agus ar maidin Dé Luain, nuair ḃí Taḋg ag imṫeaċt air sgoil, ċuaiḋ a aṫair le na ċois ⁊ a duḃairt leis an máiġistir, "Má 'sé do ṫoil é bain de'n ġarsún an cipín sin. Ní'l anam ná bríġ ann ó ċroċais ar a ṁuineál an smuitín beag aḋmuid. Níor ṁaiṫ liom aon rud a ḋéanaṁ ċun fearg a ċur ort, nó béiḋeaḋ an cipín 's a ċorda 'sa teine."

Ní gáḋ le h-innsint nár ċaiṫ Taḋg Óg an "Signum" arís, agus go d-tí lá a ḃáis do labair sé go maiṫ agus go blasda teanga a ṡinnsear.

## II. SOISGÉAL A' DRÉIMIRE.

Ḃreis ⁊ trí ficid bliaḋan ó ṡoin ní raiḃ i b-paróisde na Tuaṫa aċt séipeul go raiḃ díon air i n-inead slinne. Is dóċa go raiḃ an sgéal céadna le h-ínnsint tímċioll an ċuid is mó de ṡéipeulaiḃ na h-Eireann leiṫ-ċéad ḃliaḋan ó ṡoin—aċt ní ḃainean sé seo le m' sgéalsa.

Do ḃíḋeaḋ anns a' séipeul so dréimire sínte cois an ḟalla. Ní raiḃ 'sa ṗaróisde aon dréimire eile ċoṁ mór leis, agus 'nuair a ḃíḋeaḋ na feirmeóiriḋe a' cur tuiġe ar a g-cuid cogaiḋe stóir agus stácaiḋe 'san ḟóġṁar ḃíḋeaḋ a' t-an-éilioṁ ar ḋréimire ṁór an t-sagairt, agus is iomḋa pic ṗrátaí agus púnt olna a fuair Dunċaḋ an Ċléiriġ a d-taoḃ iasaċt' a' dréimire.

Ḃí so go maiṫ go dtáinig lá gaoiṫe móire do sgiob an díon go léir de leaṫ-ṫaoḃ an tréipéil 's an am céadna go raiḃ dréimire an t-sagairt ag Seáġan-na-Ceapaiġe a' cur tuiġe ar stáca.

'Na ḋiaiḋ so tug an t-Aṫair Séamus órduġaḋ do'n ċléireaċ gan an dréimire a leigean amaċ as an séipeul aċt amáin ċun dóiġteán a ṁúċaḋ, nó ċun tiġ a ċosaint ó ḃeiṫ fuadaiġṫe.

Do lean Dunċaḋ órduġaḋ an t-sagairt ar feaḋ bliaḋna. Nuair a ċuaiḋ sé amaċ a' bailiúġaḋ "coda an ċleiriġ," tímċioll na Saṁna, ní raiḃ a ċarn prátaí ċoṁ mór, ná oiread meud 'na ċuid olna is do ḃíḋeaḋ 's na bliaḋantaiḃ roiṁe sin.

Nuair ḃí na cocaiḋe stóir d'á n-déanaṁ an dara bliaḋain ḃíḋ an dréimire 'á taḃairt amaċ a gan ḟios do'n

t-sagart, aċt sé ġeusaiḃ troma é ċur ar n-ais tráṫnóna Dé Saṫairn, sliġe go mbéiḋeaḋ sé le feiscint ag an Aṫair Séamus ar maidin Dé Doṁnaig.

Ḃí so go maiṫ, ⁊ ní raiḃ go h-olc, mar deir a' sean-ḟocal. Aċt ṫáinig Lá Doṁnaig ná ráiḃ an dréimire sínte mar ba ġnáṫaċ leis, cois an ḟalla, agus daoine ar leaṫ-ġlúiniḃ a' paidreóireaċt le n-a ais, nó 'na suiḋe air, an ḟaid a ḃíḋeaḋ an seanmóin ar siúḃal.

Ḃí a ċroiḋe ar ċriṫ i n-Dunċaḋ boċt ⁊ is beag an t-iongnaḋ sin.

Faid ḃí an t-Aifrionn 'á ráḋ ṫug sé caṫ-súil síos ar an áit go m-ḃíḋeaḋ an dréimire sínte. Nuair a ċonnaic sé taoḃ an ḟalla folaṁ, gan duine, gan daoine, 'dúḃairt sé leis féin "Táim croċta anois nó riaṁ" agus b' fíor dó sin.

Nuair d' iompaig an t-Aṫair Séamus amaċ ċun seanmóin a ṫaḃairt uaiḋ, aduḃairt sé :—

"Léiġimíd a soisgéal a' lae indiu" (agus a nóimeit céadna a' feuċaint síos ar an áit go m-ḃíḋeaḋ a' dréimire)

"Cé ṫóg a' dréimire ḃí ann sud ṡíos?"

Ní gáḋ a innsint gur ċrom na daoine ar ġáiriḋe. Do lean Dunċaḋ a ḃeiṫ mar ċléireaċ go lá a ḃáis, ⁊ gur fada 'na ḋiaiḋ sin do ḃíḋeaḋ tráċt tar Soisgéal a' Dréimire.

## III. SEÁĠAN BREAC.

Feirmeóir beag dob 'eaḋ Seáġan Breac. Ní fíor a ráḋ go raiḃ sé n' feirmeóir ṁaiṫ. Ḃí fiċe acra talṁan aige, cuid dí 'na móinteán i nár ḟás morán aċt luaċair, agus ar an ċuid eile ḃí aitean Gaoḋalaċ go flúirseaċ.

Aċt ba ċuma le Seáġan, fad a ḃí gal tobac aige agus a ċíos díolta.

Air son go raiḃ sé cnáṁ-ḋíoṁaoin ní raib ag Seáġan aon dúil 's an ól, aċt do raġaḋ sé deiċ míle ċun cártaiġe imirt ar ġé nó ar leat-ċeann muice.

Is fada ḃí a ḃean a' taṫant ar Ṡeáġan leigean d'á ċuid siúḃal oiḋċe agus cártaiġe ⁊ is minic aduḃairt sí ná béiḋeaḋ deire maiṫ ar a ċuid oibre. Aċt ní raiḃ maiṫeas di ḃeiṫ a' caint. Do lean Seáġan a ṡliġe féin.

Timċioll seaċtṁain roiṁ Nodlaig ḃí Seáġan ⁊ cúigear eile cearrḃaċ ag imirt ar ġéana. Ḃí an oiḋċe déaġanaċ nuair a ḃí deire ar an imirt agus ḃí gé ag Seáġan d'á ḃarra. Mar ġeall air seo ḃí áṫas mór air agus duḃairt sé leis féin, "Ní ḃéiḋ Peig a'm sgala anoċt nuair a raġad a ḃaile, ó tá gé agam a g-cóṁair oíḋċe Nodlaig."

D'imṫiġ sé leis go mórálaċ, an ġé fé n-a ḃacla agus gaċ trearlóg d'ár ṫug sé trí troig ar ḟaid.

Ḃí go maiṫ go d-táinic sé go Lúibín-na-Leasa, nuair a ṡaoil sé gur ċuala sé na slaḃraiḋe a' teaċt 'na ḋiaiḋ. Do stad sé ar feaḋ nóimeit agus é ar ċrit-eagla. Ḃí na slaḃraiḋe ann gan aṁrus ⁊ iad a' teaċt níos giorra ḋó gaċ nóimeit. Ċaiṫ sé súil ar d-taoḃ ṡiar ḋé agus ċonnaic sé an diaḃal féin, idir aḋarca ⁊ crúba agus na slaḃraiḋe ar sileaḋ leis.

Do ċaiṫ Seáġan an gé uaiḋ ⁊ do riṫ sé a ḃaile ċoṁ tapaig ⁊ do ḃ'ḟéidir leis. Ḃí an dorus dúnta aċt do ġlaoḋaig sé ċoṁ truaiġ-ṁéileaċ sin ar a ṁnaoi é leigin isteaċ gur ḃain sé preab airti. Nuair osgail sí an dorus ḋó tuit Seáġan a laigiḋe ar an úrlár. Tairéis teaċt ċuige féin d'innis sé d'á ṁnaoi cad imṫig air ⁊ ġeall sé di tairéis na hoiḋċe seo go n-déanfaḋ sé diúltúġaḋ do na cártaiġiḃ gó bráṫ.

Ní raiḃ Seaġan 'na ṡuiḋe ró-ṁoċ ar maidin. Ċuaiḋ Peig amaċ a' feuċaint timċioll na ḣ-áite Ní raiḃ sí a

b-fad amuiġ nuair a ċonnaic sí miúil le coṁarsain aistiġ a Lúibín-na-Leasa, áit a bí cúinne beag gabáisde curṫa ag Seáġan ċun plannḋaiġe beiṫ le díol aige a g-coinne cíos na Bealtaine.

"B'ḟéidir gur b'í seo an púca bain a' t-anam as Ṡeáġan" ar sise léi féin. Nuair a fuair sí an ġé slán fuláin cois an ċlaoiḋ bí ḟios aici go maiṫ cad a bain a' t-anam as a fear.

Do ṫiomáin sí an ṁiúil a baile roimpi, agus do ġlaoḋaiġ sí ar Ṡeáġan, a ráḋ leis go bfuair sí an taiḋbeirseóir a bí a' riṫ 'na ḋiaiḋ ⁊ go raiḃ sé anois a' feiṫeaṁ leis amuiġ ar an m-bannraċ.

"An a' magaḋ fúm atáoi, a Ṗeig?"—"Ní h-eaḋ go deiṁin, a Ṡeáġain. Cuir amaċ do ċeann os cionn an leaṫ-ḋoras agus ċíḋfiḋ tú féin gur clár an ḟírinne atá agam." Ċuir sé a ċeann amaċ ⁊ nuair a ċonnaic sé an ṁiúil agus smut d'á slabra briste ar sileaḋ le ḋá ċois di, d'aiṫin sé Diabal na h-oiḋċe 'réir.

SÉAMUS DUḂ.

---

## COMPETITION XIa.

Essay in Irish on "The Life, Character, and Writings of St. Columba." Three Competitors. Prize, £10.

(Presented by the Senior Students of Maynooth College.)

Divided between "Gartan,"—Miss Norma Borthwick, London, and "Deisciobal,"—Dermot Foley, Newry.

---

PRIZE ESSAY BY "Gartan."

---

## Naoṁ Colum-Cille.

Ní ḟuil sgeul ar biṫ i seanaċas na h-Éireann, ná beaṫa ar biṫ 'sṫair na naoṁ uile, is spéiseaṁla 'ná beaṫa Naoiṁ Ċoluim-cille, naoiṁ-pátrúin na ndeóraiḋe.

D

Ní doiliġ a ráḋ cad is aḋḃar na spéise sin a ṁotuiġeas gaċ uile léiġteóir ar ndeunaḋ studéir dó ar ḃeata an fir ḃeannuiġṫe seo. Is iad an ġráḋ ⁊ an t-iongantas atá againn air, mar ġeall ar a ṁaiṫeas, ⁊ an truaiġe, mar ġeall ar a ḋíḃirt, a ḃrostuiġid ár ndeismireaċt ⁊ a ċuirid orrainn an sgeul do leanṁaint nó go ḃfuil eolas againn ar gaċ niḋ is féidir linn d'ḟaġáil amaċ 'na ṫaoiḃ. Agus, mar sonas dúinn, tá staírteóir maiṫ ag an naoṁ, .i. a ċóṁarba ⁊ a ḟear-gaoil Aḋaṁnán, a sgríoḃ "Ḃeata Coluim-cille" timċioll ⁊ ceud bliaḋain i ndiaiḋ báis an Coluim ceudna. Leis sin, tá roinnt ṁaiṫ de leaḃraiḃ sgríoḃṫa ar Colum-cille ionnus gur féidir linn tuairisg níos mó d'ḟaġáil air 'ná ar an iomḋa naoṁ eile, dá ḟaid ó ṡoin an aimsir in ar ṁair sé.

Do rugaḋ Naoṁ Colum-cille an 7aḋ lá de ṁí Nodlag i mbliaḋain an Tiġearna 521. (Tá amras beag ar an mbliaḋain, aċt is dóiġ go ḃfuil an ceart ag Aḋaṁnán ⁊ ag na gCeiṫre n-Ollaṁnaiḃ, ⁊ is í 521 an uiṁir a deirid araon.) Gartan, baile beag i gCondae Ḋúin-na-nGall, áit a ḃreiṫe. Feiḋlimiḋ mac Fearġusa ṁic Conaill Gulḃáin ṁic Néill Naoi-ngeallaiġ a aṫair, ⁊ Eṫne a ṁáṫair, ingean de ṡlioċt ríoġaṁuil na Laiġean. Do ḃí sinsir a aṫar 'na n-árd-ríġṫiḃ ar Éirinn le ré ceud bliaḋain sul aimsir Coluim; dob' é Niall Naoi-ngeallaċ a ḃí 'na árd-ríġ nuair a ṫáinig Naoṁ Pádraic mar sglaḃuiḋe ann. Is lán-ċosṁuil gurḃ 'ḟéidir le Colum coróin na h-Éireann do ḃeiṫ aige munar ċuir sé uaiḋ í ar Ḋia.

Taisbeántar i nGartan indiú leac mór ar ar rugaḋ Colum-cille. Do ḃeirtear "leac-na-cor" nó "leac-na-coin,' air, mar riteann an sgeul go raiḃ cú mór 'na luiġe ar an leic nuair a ṫáinig Eṫne ċoṁ fada leis, ⁊ gur ċuaiḋ sé as nuair a ċonnaic sé máṫair an naoiṁ. Tá meas mór ag na daoiniḃ ar an leic úd. Tigid ċuige le h-urnuiġṫe

do ḋeunaḋ, go mór-ṁór nuair atáid d'á ndíbirt as Éirinn amaċ gur an Oileán Úr. Deir na deóraiḋe boċta naċ bfuil cúṁa ċoṁ geur inr an tír ċoiṁtiġiġ ar an té ċodlar ar an leic an oiḋċe roiṁ a imteaċt. Tá beannaċt Naoiṁ na nDeóraiḋe air, ⁊ beannaċt Dé.

Do baisteaḋ leanḃ Eṫne i dTulaċ Duḃġlair in aice le Gartan. "Cruiṫneaċán mac Ceallaċáin an t-uasal sagart" do bairt é. Ṫug sé dá ainm dó. .i. "Criṁṫann," ⁊ "Colum." Is ar an dara ainm aṁáin, áṁ, aiṫniġtear é i gcóṁnuiḋe, leis an leas-ainm "na Cille" a fuair sé ó n-a ċáirdiḃ beaga, ⁊ é 'na ṗáirde fós, mar ġeall "ar an ṁionca ṫáinig ó'n gcill in ar léiġ a salma," mar sgríoḃaḋ air 'san Leaḃar mBreac.

Ḃí Cruiṫneaċán 'na aṫair-altrama do Ċolum, ⁊ do ċóṁnuiġeadar i gCill-mic-Nenain. Tá sean-rann ar óige Ċoluim, a leagtar ar Naoṁ Mura, mar leanas:

> Rúgaḋ i nGartan dá ḋeoin,
> 'S do h-oiliḋ i gCill ṁic Neoin;
> 'S do bairdeaḋ mac na maise
> A dTulaiġ Dé Duḃġlaise.

Ḃíoḋ gur aḃ óg an páirdín, doḃ 'ḟollusaċ do gaċ aoinneaċ go raiḃ grása áiriġṫe air. Do taiḋḃreaḋ a aingeal coiṁdeaċta go minic dó, ⁊ uair aṁáin ċonnaic sé trí óġa glé-ṁaiseaċa ag teaċt 'na ionsuiḋe, 'gá ráḋ leis gur iad an Ġeanmnaiḋeaċt, an Eagna, ⁊ an Ḟáiḋeadóireaċt, a ċuir Dia ċuige le n-a ṫreórugaḋ 'san tsliġe ċeart. Do ṡiuḃail sé 'san tsliġe úd go fíor. Ní raiḃ neart ag baosraḋ an tsaoġail a anam glan naoṁṫa do ṫarraing ariaṁ ar seaċrán. D'offráil sé é féin go lán-toilteannaċ do'n Tiġearna, ⁊ giḋ go raiḃ a ċuid loċt aige, mar atá ag gaċ duine de'n gcineaḋ daonna, rug sé buaiḋ orra le congnaḋ Dé, ⁊ do ċait se a ḃeaṫa 'na ḟear ḃeannuiġṫe a ḃéiḋeas 'na eisiompláir fíor-uasal dúinn uile an faid a ḃéiḋeas an duine i ngleann so na ndeór.

Deireann seanaċaiḋe an Leaḃair Leasa-ṁóir gur do-airṁiġṫe iad na míorḃaile ⁊ na fearta a rinne an Tiġearna tré Ċolum ins an tsaoġal so ṡíos. Mar ṫosaċ míorḃal innseann an seanaċaiḋe ceudna go ndeaċaiḋ Colum lá Nodlag le n-a aṫair-altrama go cill Raṫa-ṁaiġe-enaiġ i dTír-Edna, in a raiḃ an t-Aifrionn le léiġeaḋ ag Cruiṫneaċán. Ṫáinig dearmad ar an tsagart, ⁊ é ag cantain sailme, gur b'éigin dó stad, mar níor ḟeud sé leanṁaint uirri. Do ġlac Colum an leaḃar, giḋ nár ḟóġluim an leanḃ aċt an aibgitir fós, ⁊ ṡeinn sé an ċuid eile de'n tsailm go críoċ.

Ar sgaraḋ do Ċolum le n-a ċeud oide, ċuaiḋ sé go sgoil Naoiṁ Ḟinntáin, ag Maiġ-Bile, in oirṫear na n-Ulaḋ. Tugaḋ Finntán suas i gCandida Casa, teaċ riaġalta do ċuir Naoṁ Ninnián ar bun i ndeirceart na h-Alban timċioll na bliaḋna 397. (Teaċ cloiċ do ḃí ann, rud naċ gnáṫaċ 'san am sin: siúd aḋbar an ainme "Teaċ bán" a tugaḋ air.) Mar sin fuair Colum óg tairḃe na sgol Albannaiġe (nó Ḃreaṫnaiġe) mar aon le gaċ uile eolas ⁊ oileaṁaint na sgol Éireannaiġe, ⁊ leaṫnaiġ sé ar an nuaḋ iad nuair ċuaiḋ sé tré h-Albain ag craoḃ-sgaoileaḋ an Ċreidiṁ bliaḋanta 'na ḋiaiḋ seo.

D'órduiġeaḋ é 'na ḋeaċán i Maiġ-Bile, ⁊ rinne sé míorḃail eile 'san áit sin. Do ḃí easbuiḋ fíona ar Ḟionntán le h-aġaiḋ an Aifrinn, aċt do ḃeannuiġ Colum an t-uisge, ⁊ do rinneaḋ fíon dé.

Ba ġnáṫ le macaiḃ-léiġinn Ṁaiġe-Bile, mar le macaiḃ-léiġinn gaċ uile sgoile manaċaṁla, mórán d'á n-aimsir do ċaiṫeaṁ ag léiġeaḋ ⁊ ag aiṫsgríoḃaḋ an tSoisgéil ⁊ leaḃar naoṁṫa eile, ⁊ is dóiġ gur ins an sgoil seo fuair Colum an gráḋ ⁊ an meas a ḃí aige i gcóṁnuiḋe ar leaḃraiḃ. Ní cinnte cia an uair aiṫsgríoḃ sé an Saltair úd do ba le Fionntán, as ar ṫáinig buaiḋreaḋ ċoṁ mór sin

ar fud na n-Ulaḋ go léir, aċt is cosṁuil nár sgríoḃ sé é nuair a ḃí sé 'na ṁac-léiġinn, aċt uair éigin níos déiḋeanaiġe. Ní ar leaḃraiḃ naoṁṫa aṁáin rinne Colum stuidéir, áṁ, pé mór an spéis a ḃí aige ionnta. Cluinimíd gur ċuaiḋ sé go Cúige Laiġean ar ḃfágáil Ṁaiġe-ḃile dó ⁊ go raiḃ sean-ḃárd ann sin darb ainm Gemmán a ḃí ag múnaḋ na filiḋeaċta dó. Ba ċliste an dalta Colum ins an gceard sin. Sgríoḃ sé roinnt ṁaiṫ d'aḃránaiḃ ⁊ de ḋántaiḃ Laidne ⁊ Gaeḋilge, ⁊ b'annsa leis an Ġaeḋilg 'na an Laidin. Is binn blasda iad na dánta a sgríoḃ sé 'na ṫeangaiḋ ḋúṫċasaiġ féin.

Is ar an am sin, nuair a ḃí sé ag fóġluim le Gemmán, d'ḟoillsiġ sé an ċeud ċóṁarṫa de 'n spiorad fáiḋeaṁail a ḃí aige ar feaḋ a ḃeaṫa. Ḃí sé amuiġ lá saṁraiḋ, ⁊ é na ṡuiḋe cois a oide Gemmáin, ⁊ iad ag léiġeaḋ leaḃair le ċéile, nuair ṫáinig cailín ag riṫ ċuca, ⁊ ṫug iarraċt ar í féin do ċur i ḃfolaċ leó. Ḃí sladṁarḃṫóir 'gá ṫóruiġeaċt, ⁊ giḋ gur rinne an sean-ḟear ⁊ a ḋalta a ndíṫċeall ċum an ċailín do ċosant uaiḋ, do ṁarḃ sé í le n-a sleiġ. Do ġlac Colum fearg mór ar sin, ⁊ do ṁalluiġ sé an marḃṫóir, ag a ráḋ naċ leigfiḋ Dia dó ḃeiṫ beó aċt móimíd. Ní túisge ḃí an oiread sin ráiḋte aige, 'ná ṫuit an millteóir marḃ os a ċóṁair. Tugaḋ glóir do Ḋia ar fud na tíre ar son na míorḃaile seo.

Is cosṁuil go raiḃ Colum 'na ċóṁnuiḋe an tan ṡin le Fionntán i gCluain-eraird (Cluan-árd anois). Muna raiḃ, do ċuaiḋ sé ċuige tamall gearr 'na ḋiaiḋ. Tá idir-ḋealuġaḋ le deunaḋ idir an dá Ḟionntán, .i. Fionntán Ṁaiġe-ḃile, ⁊ Fionntán Ċluain-áird. Ḃí sgoil mór ṁanaċaṁail ag gaċ aon aca, aċt dob' í Cluan-árd an sgoil ba ṁó díoḃ. Deirtear go raiḃ trí míle sgoláiri ann—ní ins an am ceudna, b'féidir—⁊ deireann Míċeál Ua Cléiriġ go raiḃ Fionntán Ċluain-áird 'na "oide naoṁ Éireann in a

aimsir." I dtús a ḃeaṫa ḃí sé 'na ṁac-léiġinn i sgoil Naoiṁ Ḋáiḃi, ag Menevia, i mḂreatain.

Do ċímíd go raiḃ naoiṁ na h-Éireann 'na n-airdriġ-teaċaiḃ móra. Is beag naċ raiḃ cuid aca ag fóġluim nó ag teagasg ins gaċ uile sgoil na h-Eórpa. Ḃí eolas maiṫ aca ar sgríḃinniḃ na n-úġdar nGreugaċ ⁊ Laidneaċ ⁊ fós Eaḃraċ. Ḃí Colum-cille 'na "sgríḃneóir toġaiḋe," ⁊ ba ġearr go raiḃ an uile sgoláireaċt aige. Aċt leis sin, ⁊ giḋ gur flaiṫ na h-Éireann é, níor ḋiúlt sé an ḃró do ċasaḋ cum na mine do ṁeilt le h-aġaiḋ na féile, mar rinne gaċ fear de na macaiḃ-léiġinn ar n-uair; aċt, do réir staire Leaḃair Leasa-ṁóir, táinig aingeal Dé neiṁe a ṁeil in ionad Coluim.

Sul ar ḟág sé Cluan-árd, d'órduiġeaḋ Colum 'na ṡagart. Ní h-é Fionntán d'órduiġ é, áṁ, mar nárab easbog é. Do ċuir sé Colum do'n easbog Etċen i gCluan-fada, ag iarraiḋ air an fear óg d'órduġaḋ 'na easbog. Níor ṫuig Etċen an teaċtaireaċt i gceart, ⁊ níor órduiġ sé Colum aċt 'na ṡagart. Do ġlac Colum an dearmad so mar ċóṁarta tola Dé, ⁊ níor iarr sé riaṁ órd níos áirde 'san Eaglais. Rinne an ċuid ba ṁó d'á ċóṁarbaiḃ aiṫris ar a naoṁ-uṁlaċt, ⁊ ní raiḃ aċt fear nó dó aca 'na n-easbogaiḃ.

Faoi ṫuairim na bliaḋna 543 do ċuaiḋ Colum go Glas-naoiḋean, ⁊ do ċóṁnuiġ sé tamall beag ann le Moḃí Claraineaċ. Ḃí na naoiṁ Cainneaċ, Comgall, ⁊ Ciarán 'na gcóṁḃráiṫriḃ dó. Ins an mbliaḋain 544 táinig galar trom ins an tír, ar ar tugaḋ "Buiḋe Ċonaill," ⁊ mar ġeall air, do sgaipeaḋ mic-léiġinn Ṁoḃí d'á mbailtiḃ féin. Do ṫriall Colum ar a ais go Tír-Ċonaill arís. Ar ndul dó ṫar an mḂior, sruṫ beag i ngar do Loċ Neaṫaċ, do ġuiḋ sé go mbéiḋeaḋ an sruṫ sin 'na teórainn ar an ngalar, ⁊ mar ġrása Dé, níor ṫáinig an Buiḋe Ċonaill níos faide.

Aoḋ mac Ainmire ba rí Éireann an tan sin, ⁊ ba ċolcúigir do Ċolum é. Do ṫairg sé a ríoġ-ḋún, .i. Daire-Calgaiċ, do Ċolum ċum cille do ṫógḃáil ann. Aċt ní raiḃ cead ag Colum ó n-a oide Moḃí talaṁ ar biṫ do ġlacaḋ, ⁊ ar an aḋḃar ṡin ċuir sé eiteaċ ar an dtairgse. Ar dteaċt anuas dó ar an dún, casaḋ beirt de ṁuintir Ṁoḃí dó, a ṫáinig le n-a ráḋ leis go bfuair Moḃí bás, ⁊ gur ḟág sé a ċrios dó, le n-a ċead talaṁ ar biṫ do ġlacaḋ ċum tógṫa cill. D'ḟill Colum ann sin. Do ġlac sé an dún. Do ċuir sé cill ⁊ mainistir ar bun ann, ⁊ in ionad Daire-Calgaiċ, ba Daire-Ċoluim-cille ainm na h-áite, go dtí an t-am mío-áḋṁar úd in ar ṫáinig na ceannuiġṫe Sacsanaċa ann, a ċuir Londonderry mar ainm ar an mball in ar ṫóg Colum a ċeud eaglais.

Duḃ-reglais b'ainm na cille seo. Ḃí mionn ríoġ-luaċṁar ann, .i. Soisgeul Ṁártain, Soisgeul a ḃí 'na luiġe le tuilleaḋ ⁊ ceud bliaḋain ar uċt Naoiṁ Ṁártain 'san uaiġ i dTours 'san bFrainc. Rinne Mártain tarngaireaċt roiṁ a ḃás go dtiucfaiḋ Colum-cille fá ḋéin an leaḃair i gceann ceud bliaḋan. Is ó Doire ċuaiḋ Colum go Tours, ⁊ ar bfaġáil an tSoisgéil dó, ṫug sé ar ais go Doire leis é. Do ḃí an leaḃar so 'na áird-ṁionn i nDoire go dtí an bliaḋain 1182, nuair a ṫuit sé i seilḃ na Sacsanaċ, ⁊ ní ḟuil tuairisg air ó ṡoin.

Ḃí Colum tuairim cúig bliaḋna 's fiċe d'aois nuair a ṫóg sé a ċill i nDoire i 546. Ar feaḋ cúig bliaḋan deug 'na ḋiaiḋ sin ḃí sé ag dul ṫall 's abus in Éirinn ag craoḃ-sgaoileaḋ an Ċreidiṁ Ċríostaiġe, ag deunaḋ iongantas ⁊ míorḃal tré neart an Spioraid Naoiṁ, ⁊ ag cur cill ⁊ mainistir ar bun ar fud na tíre— i nDair-ṁaiġ, i gCeannanas, i Sord, i Raṫ-boṫ, i nDruim-cliaḃ, i Sean-ġleann, in Inis Toraiġ ⁊ inis an iomad áit eile. Rinne sé cuairt mar an gceudna ar mainistriḃ a ḃí ar bun ag

cléireaċaiḃ eile, mar a ḃí Ára, ⁊ Cluain-ṁac-nóis—ċuaiḋ sé ins an áit seo, uair, le dán (nó "imann") do ṫaḃairt do Ċiarán, dán a sgríoḃ sé ċum ónóra a ċarad. Aċt do ḃí grád aige ar Doire tar gaċ uile áit 'san doṁan, mar adeir sé féin ins an dán "Oibinn ḃeit ar Ḃeinn Edair":

Damaḋ lim Alba uile
O ta a broine co a bile
Rop ferr limsa ait toiġe
Accain ar lar caeṁ Doire.

* * *

Mo Doire, mo daireccan
Mh 'aras acus ṁ'araglan
A De bi fil tuas ar niṁ
As maircc do ni a sarucchad.

Tá trí ceud deug bliaḋain anois ó ṁair Colum-cille ar an talaṁ so, aċt is dóiġ nár ṫáinig Gaeḋeal ariaṁ 'na ḋiaiḋ ag a raiḃ grád ní ba ṁó ar a ṫír féin 'ná ḃí aige-sean. Aċt do ṫréig sé tír a ċroiḋe ar son Dé ⁊ ar son a ċoguḃais.

Seó mar ṫárla. Do ḃí Saltair breáġ ag Fionntán Ṁaiġe-Ḃile, ⁊ d'iarr Colum air cead a aiṫsgríoḃta, aċt do ḋiúlt Fionntán cead do ṫaḃairt dó. Ann sin rinne Colum an t-aiṫsgríoḃaḋ go folaiġteaċ 'san oiḋċe. Ní raiḃ solas aige aċt solas a ṫáinig as a láiṁ ċlé an t-am do sgríoḃ sé le n-a láiṁ ḋeas. Ḃí fear ag dul tart, taoḃ amuiġ dé'n doras, ⁊ nuair ċonnaic sé an solas, leag sé a ṡúil ar ṗoll na h-eoċaire. Do ḃí corr ag Colum 'san tseompra leis, ⁊ do ṗreab sí ar an doras ⁊ do ṗioc sí súil an duine ḃoiċt amaċ. Ar gcloistin tormáin d'Ḟionntán, ṫáinig sé ann, ⁊ ar ḃfaġáil Ċoluim ag obair dó, ḃí fearg air. Do ġlac sé na leaḃair araon, ⁊ níor feud Colum maiteaṁnas d'ḟaġáil uaiḋ, nó fós cead a ṁac-leaḃar féin do ḃeiṫ aige. Is air-sean do ḃí an fearg ann sin. Ḃí cion

aige ar a ċuid leaḃar mar atá ag laoċ ar a ċlaiḋeaṁ. Dar leis, ba ṁasla gránda é a ṫug Fionntán air, ⁊ ní ḟulangóċaḋ sé a léiṫéid ó ḋuine ar biṫ. Má ċuireann a ṡaṁail sin de ḃorbaċt iongnaḋ orrainn, caiṫfimíd congḃáil i gcuiṁne gur taoiseaċ Colum de ṡlioċt ríoġaṁuil Ċonaill Ġulbáin, ⁊ gurab é gnáṫ-ṁóḋ na mór-uaisle 'san tsean-aimsir gaċ uile uaiḃreaċt ⁊ mórḋálaċt do ċur ar aġaiḋ i measg a gclainne. Leis sin, ḃí aigneaḋ ain-tseun ⁊ neaṁ-ṡoiḋideaċ ag Colum ó rugaḋ é, ⁊ dá cráibteaċ an duine, bríseann an dúṫċas amaċ ann ar uairiḃ.

Ċuaiḋ Colum ⁊ Fionntán go Teaṁraiġ, mar a raiḃ mórḋáil d'á cruinniuġaḋ ag Diarmuid rí Éireann, ⁊ ṫoġadar araon (mar adeir Céiting) "Diarmuid 'na ḃreiṫeaṁ eatorra. Is í breaṫ rug Diarmuid, gurab leis gaċ leaḃar a ṁaic-leaḃar, mar is le gaċ boinn a boinín." Dar le Colum, ba ċlaoin-ḃreaṫ í, ⁊ do ḋiúlt sé lom-díreaċ d' aontuġaḋ léi. Ṫárla níḋ eile leis an trioblóid do ṁeuduġaḋ. Fear óg darḃ' ainm Curnán, ag a raiḃ gaol le Colum, a ṁarḃ duine uasal eile i lár na feise. Mar ḃí a ḟios aige go raiḃ baoġal ar a ḃeaṫa féin do réir dliġe Feise Teaṁraċ, do riṫ sé ar ċomairce Ċoluim, aċt níor ḟeuċ Diarmuid ar an gcomairce sin, ⁊ ṁarḃ sé Curnán faoi ṡúiliḃ an naoiṁ.

Do ċuir an díṫṁeas sin fearg Ċoluim ar dearg-lasaḋ. Ní raiḃ ins an am sin díṫṁeas ba ṁó 'ná í. Do ṡáruiġ Diarmuid comairce cléiriġ ⁊ comairce flaṫa araon, ⁊ ċuaiḋ Colum as an ḃfeis gaċ ndíreaċ go Tír-Ċonaill ċum a ġaoil do ḃrostuġaḋ ċum cogaiḋ in aġaiḋ Ḋiarmuda. Ṫáinig Clann Néill an Tuaisceirt 'na láṫair go toileaṁail, ⁊ ḃí caṫ mór idir an dá ṡluaġ ag Cúil-Dreiṁne, láiṁ le Druim-cliaḃ (i gCondae Ṡligiġ anois). Do ḃí lán-ḃuaiḋ ag Uiḃ-Néill, ⁊ do marḃaḋ trí míle fear Ċúige Miḋe.

Do ċongḃuiġ muintir Doṁnaill mar áird-ṁionn an

Saltair ceudna tréas ar ṫáinig an caṫ so. An "Caṫaċ" is ainm dó, ⁊ ar ndul i gcaṫ do'n Ċineal Ċonaill, tugaḋ trí uaire timċioll an tsluaiġ é ar uċt cléiriġ gan peacaḋ marḃṫa air, a ḃíḋeas ag guiḋe ar Ḋia ⁊ ar Ċolum-cille buaiḋ do ṫaḃairt do'n ċineál. "Tá sé cúṁdaiġṫe d'airgead fá ór," ⁊ tá sé le feicsint indiú i Sgoil Ríoġaṁuil na h-Éireann i mBlá'cliaṫ.

Agus anois, tar éis an ċaṫa, ṫáinig aiṫṁeula ar Ċolum ⁊ aiṫreaċas mór, mar gurb' é féin a ḃí 'na aḋḃar báis do 'n oiread sin de ḋaoiniḃ. Tá cuid de na stairiḋiḃ a ṁair in aimsire níos déiḋeannaċa, le 's nár ṁian, mar ṡaoilfeá, rud ar biṫ do ráḋ i dtaoiḃ an ċaṫa so. Is cosṁuil go raiḃ náire orra a aḋṁáil gur rinne an naoṁ riaṁ níḋ naċ cóir. Deir Aḋaṁnán gur ċuaiḋ sé ar aisdear d'á toil féin ar son Ċríost—"pro Christo peregrinari volens, enavigavit." Tá daoine eile ann adeiriḋ naċ féidir aċt go raiḃ Colum caoin, caoṁ i gcóṁnuiḋe, mar ġeall ar a ainm. Saoiliḋ gur "Crimṫann" aṁáin a ainm baistiḋ, ⁊ gur ċuir a ċáirde "Colum" air ar son a ċeannsaċta ciúine. Ní cuiṁne leó go raiḃ "Colum" 'na ainm baistiḋ lán-ċoitċeann an tan sin, ⁊ do ḃárr ar sin is dóiġ naċ ḃfuil eolas maiṫ aca ar nósaiḃ na n-eun, nó naċ raiḃ coluim aca d'a gcoimeád ariaṁ—má ḃí, do ḃéiḋeaḋ a ḟios aca gur maiṫ le columaiḃ troid, ⁊ gur beag naċ ḃfuiliḋ an lá go léir ag bualaḋ prioca ar a ċéile.

Ní ċuireann a léiṫéid de leiṫsgeul onóir ar biṫ ar an naoṁ. Is ar son na troda a rinne sé in aġaiḋ a aigeanta ḋúṫċasaiġ a tuilleas sé onóir. Má tuit sé uair aṁáin, naċ misneaṁuil a éiriġ sé 'na ṡeasaṁ arís ċum caṫa do ṫaḃairt d'á nádúir ḋaonna ṗeacṫaiġ, ⁊ naċ lán é an buaiḋ a rug sé uirri i ndeireaḋ na dála? Cia an duine é ag naċ ḃfuil urraim níos mó ar Ċolum ar son a aiṫreaċais ⁊ ar son a ḋíbirte 'ná ḃí aige air, dá naoṁṫa a ḃeaṫa í, go

ḋtí sin? "Do cuireaḋ caṫ air ins na h-uile néiṫiḃ i gcosaṁlaċt linn"—ní ḟuil aċt a Ṁáiġistir Ḃeannuiġṫe ar is féidir linn a ráḋ go críoċ, "gan peacaḋ."

Tuilleaḋ eile, in aimsir Ċoluim-cille ní raiḃ iongnaḋ níos mó ar ḋaoiniḃ tré ċléireaċ do ḃeiṫ ag tabairt caṫa díoġaltais mar sin, 'ná béiḋeaḋ anois tré ṡagart do ḃeiṫ ag iarraiḋ ceirt-ḃreiṫeaṁnais ins na cúirtiḃ dliġe. B'éigin do na cléireaċaiḃ dul ar cogaḋ mar gaċ aon eile, ⁊ b'éigin fós do na mnáiḃ é mar an gceudna. Rinne Colum féin dliġe ag Druim-ceata ins an mbliaḋain 575 ċum na mban do sgaoileaḋ ó'n ualaċ sin, ⁊ do ḋaingniġ Aḋaṁnán é ins an "Cáin Aḋaṁnáin" i 697. Ní raiḃ na cléiriġ saor ó'n ualaċ gceudna go dtí 804.

Do ċímíd mar sin naċ raiḃ mórán díomolta an tan sin ar luċt an impearáin, aċt in a ḋiaiḋ sin ⁊ uile, do cruinniġ mór-ḋáil i dTaillte i gCúige Miḋe le mallaċt-coinneal-ḃaitte do ḋeunaḋ ar Ċolum. Do rinneaḋ sin. Ḃí Naoṁ Breandán as Birra ann, ⁊ ċonnaic sé uaiṫne tiniḋ ag gluaiseaċt roiṁ Ċolum, ⁊ aingil 'na timċioll, ⁊ do ṫagair sé leis an mór-ḋáil gan fear naoṁṫa mar b'é sin do ċur amaċ. Do rinneaḋ gairm tar ais ar an mbreiṫeaṁnas ann sin.

Aċt ḃí trom-ċroiḋe ag Colum ⁊ níor ṫáinig suaiṁneas ar a aigneaḋ. Ċuaiḋ sé go h-Aṫ-Molairi, i ngar do Ḋruim-cliaḃ, d'ionsuiḋe a "anam-ċaraḋ," nó a aṫar-faois-dine, .i. Naoṁ Molaise as Inis-Muireḋaiġ, le faoisidín do ḋeunaḋ d'á láṫair. Is é breiṫeaṁnas-aiṫriġe do ċuir Molaise air, 'ná a imṫeaċt as Éirinn amaċ gan a ḟilleaḋ ar ais arís go deó, ⁊ an oireaḋ ceudna de ḋaoiniḃ do ṫarraing ar leanaṁuin Ċríost ⁊ do tuit i gcat Ċúile-Dreiṁne. Ba ṫruim-ḃreaṫ go leór í ar an duine fíor-Ġaeḋealaċ ag a raiḃ cumann ċoṁ te sin ar a ṫír ⁊ ar a ġaol féin, aċt do ċrom Colum a ċeann go sár-úṁal

roimpi, 'gá glacaḋ mar aiṫne Dé. Ṫáinig sé ar ais go Doire, do ċuir sé gaċ níḋ in órdugaḋ in a ċuid cill ⁊ in a ċuid mainistreaċ, do ġleus sé curaċ mór, ⁊ d'imṫiġ sé amaċ go h-Albain.

Dá ḟear deug d'á ṁanaċaiḃ a ċuaiḋ ar turas leis. Ḃí fear óg 'na measg darb' ainm Moċonna, mac rí Ulaḋ dob' eaḋ é fós, ⁊ ḃí amras ar Ċolum ar ċóir dó teaċt ar ḋíbirt i ḃfad ó n-a aṫair ⁊ ó n-a ṁuintir. Aċt duḃairt Moċonna naċ raiḃ muintir aige aċt an ṁuintir a ċruinneóċaḋ sé ar Ċreideaṁ Ċríost, gur Colum a aṫair ⁊ an Eaglais a ṁáṫair, ⁊ rinne sé mionn daingean gan a dtréigean go bráṫ. B'éigin do Ċolum a ġlacaḋ leis ann sin, ⁊ ḃí Moċonna 'na ṁac fíor-ḋílis, fíor-ḋúṫraċtaċ dó.

Ḃí an curaċ (darb' ainm "Liaṫ-Ḃailiḋ") ag triall "faoi ṡeól ṡeunṁar" go dtáinig sé go h-imeall na h-Alban, ⁊ ċuaiḋ an fuireann i dtír ar oileán ḃeag darb' ainm Colosa. Is é ceud rud rinne Colum, 'ná dul suas ar ċnoc atá ann, ⁊ feuċaint amaċ ṫar an sáile. Ba lá breáġ soilléir é, ⁊ ċonnaic sé i ḃfad, ḃfad uaiḋ na sléiḃte gorma ar a raiḃ eolas ċoṁ maiṫ aige, sléiḃte a ṫíre ionṁuine áilne féin. Ṫáinig sé anuas, ⁊ duḃairt sé le n-a ċáirdiḃ dul ar ḃord luinge arís, mar naċ fuláir dóiḃ siuḃal go roicfidís in áit in naċ mbéideaḋ radarc ar biṫ ar tír na h-Éireann. Ar dtaisdeal níos faide dóiḃ, do ṫángadar faoi ḋeireaḋ ar oileán eile darb' ainm Í. Ċuaiḋ Colum arís ar an gcnoc do b'áirde 'san oileán, ⁊ ar dteaċt anuas dó d'órduiġ sé an curaċ do ṫarraing aníos ar tír, mar níor ḃ'ḟéidir leis beann ar biṫ d'á tír féin d'ḟeicsint ó'n áit. Is ainm do'n ċnoc beag sin, ⁊ do'n ċnoc i gColosa mar an gceudna, "Carn Cúl ri h-Éirinn" go dtí an uair seo, ⁊ "Port na gCuraċ" do'n ċuan in ar stad long Ċoluim.

Sin mar ṫáinig an naoiṁ-ḋíbirteaċ ins an oileán beag

a ḃí 'na ḃaile dó feasta, ⁊ in ar ṁair sé ceiṫre bliaḋanta deug ar ḟiċid mar ḟaiġdiúr ṁaiṫ Íosa Ċríost, ⁊ in a ḃfuair sé bás beannuiġṫe d'á éis.

Do ḃeirṫear go minic "Iôna" mar ainm ar an oileán, aċt is "Í" aṁáin is ainm ceart dó, nó Í-Ċoluim-cille, mar adeir na daoine Albanaċa atá 'na gcóṁnuiḋe ann anois. Is é aḋbar an loċta do rinneaḋ ar an ainm, gur "Ioua" an cuma do ċuir na sean-sgríḃneóirí air 'san gcás geineaṁnaċ,—do sgríoḃ Aḋaṁnán mar siúd é i gcóṁnuiḋe—aċt bí sgríḃneóirí mío-ċúramaċa ann a rinne malairt idir "u" ⁊ "n," ionnus gur ṡaoil na léiġṫeóirí gurb 'é "Iona" an t-ainm, in áit "Ioua," nó "Í." Ins an gcás geineaṁnaċ sgríoḃámuid "Ía" anois.

Ba le Rí Dáil-Aráiḋe Albannaiġ oileán Ía. Conal dob' ainm dó, ⁊ ba ġaolṁar do Ċolum é. Ḃí sé 'na Ċríostaiġe, mar aon le cuid de na h-Éireannaċaiḃ eile in Albain, ⁊ do ḃronn sé oileán Ía do Ċolum. Do ṫóg Colum cill ⁊ mainistir ann. Fuair fear d'á ṁuintir bás sul a raiḃ an ṁainistir i gcríċ aige, ⁊ do cuireaḋ in a h-aice é, mar duḃairt Colum gur "ṁaiṫ dóiḃ a ḃfeuṁa do ḋul fá ṫalaṁ ann sin." Oḋrán a ainm, ⁊ is "Roilig Oḋráin" atá ar an roilig ó ṡoin.

Níor ḃ'ḟada go raiḃ muintir ṁór ag Colum in Í. Ṫáinig manaċa ⁊ aiṫriġṫeaċa as gaċ áird, le ḃeiṫ 'na "ṁacaiḃ Ċoluim-cille."

Ḃí Colum dá ḃliaḋain ar ḋá ḟiċid d'aois san mbliaḋain 563, in ar ṫáinig sé go h-Í, ⁊ bí fear mór láidir ann. Leis sin, is dóiġ gur caoṁ ⁊ geanaṁuil í a ġnúis, mar adeir Aḋaṁnán "go raiḃ a aġaiḋ mar aġaiḋ aingil." Ḃí guṫ binn ⁊ fíor-láidir aige; innstear an iomad sgeul i dtaoiḃ an ḟaide iongantaiġ in ar ḃ'ḟéidir a ċloistin. Rinne sé óráide foirbṫe, líoṁṫa, ⁊ bí feabas eolais aige ar an iomad ceard. Duḃramar ceana gur sgríḃneóir sáir-ċliste é. Deirtear

gur sgríoḃ sé Soisgeul le n-a láiṁ féin le h-agaiḋ gaċ mainistreaċ a ḃí ar bun aige; gur "ċuir sé trí ceud cill ar bun ⁊ sgríoḃ sé trí ceud leaḃar." Má's fíor sin, is dóiġ gur Colum féin a sgríoḃ na ríoġ-leaḃair úd .i. Leaḃar Dair-ṁaiġe ⁊ Leaḃar Ċeannanais, aċt má sgríoḃ, is cosṁuil naċ é do rinne an mion-ḟoillsiuġaḋ uile go léir atá ann, mar níor ḃ'ḟéidir le duine é do ḋeunaḋ gan aimsir ḟada do ṫaḃairt do'n ġnó, ⁊ ḃí na láṁa lán d'obair ag Colum i gcóṁnuiḋe, ⁊ é ag triall ó áit go h-áit gan suiḋe gan sgiṫ i riṫ na cúig mbliaḋan deug sul ar ḟág sé Éire ar ndul go h-Albain dó. Bíoḋ sin mar atá sé, 'nuair a ċóṁnuiġ sé in Í is cinnte gur ċaiṫ sé mórán aimsire ag sgríoḃaḋ. Is cosṁuil gur in Í a sgríoḃ sé an dán fír-ḃinn úd "Oibind beiṫ ar Beind Edair"—dán in ar ḋóirt sé amaċ a ġráḋ ar Éirinn ⁊ a ċúṁa tré ḃeiṫ ċoṁ fada i gcéin uaiṫe. Ní féidir linn ċur síos aċt dá rann dé:

Fuil suil nglais
Deċus Erind tar a hais;
Noċan faicfi si re a la
Firu Erind nas a mna.

* * *

Beir mo beannaċtain lat siar
As brisde mo ċride im ċliaḃ
Da tteccmaḋ ecc dala dam
Is ar mead grada Gaoiḋeal.

Muna sgríoḃ sé é ins an gcuma gceudna in a ḃfuil sé againn anois, is dóiġ gur rinne sé dán éigin d'á léiṫéid, ⁊ gur aṫruiġeaḋ a ċuma ar ḃeagán ⁊ ar ḃeagán sul ar sgríoḃ duine eile síos é.

Dar ndóiġ, ní raiḃ díoṁaoinear ar Ċolum ar aon ċor. Deir Adaṁnán "nárḃ' féidir le h-oireaḋ ⁊ uair aṁáin dul ṫart gan é ḃeiṫ cromṫa ag úrnuiġe, nó ag léiġeaḋ, no ag sgríoḃaḋ, nó fós ag deunaḋ oibre le n-a láṁaiḃ." Agus

sin beaṫa a "ṁac" nó a "ṁuintire" (mar a ṫug sé ar a ċuid manaċ) mar an gceudna, giḋ naċ raiḃ dúṫraċt ċoṁ dian ag fear ar biṫ aca ⁊ a ḃí ag a bpríoṁ-aṫair .i. Colum féin.

Tá "Riaġail Ċoluim-cille" ann, in a ḃfuil roinnt de ḋliġṫiḃ ċum beaṫa ṁanaċaṁuil, ⁊ b'féidir gur sgríoḃ Colum féin é. Is furus, áṁ, deirḃ-eolas d'faġáil ó Aḋaṁnán ar an moḋ in ar ṁair muintir Ċoluim in Í. Uṁlaċt, boċtaine, geanmnaiḋeaċt, sin iad na príṁ-riaġla a ḃí orra. Gaċ uile níḋ a órduiġeaḋ dóiḃ, ḃí d'fiaċaiḃ orra a ḋeunaḋ; do ḃí na h-uile néiṫe coitċeann aca; ⁊ mar ġeall ar an tréas riaġail, ní raiḃ cead ag mnaoi ar biṫ teaċt ins an oileán. Is fíor go ḃfuil sean-tiġ sgriosta le feicsint in Í anois, a ḃí 'na ṫeaċ ban-riaġalta, am, aċt níor tógaḋ é go dtí an tríoṁaḋ aois deug. Rinne na manaiġ féin gaċ uile obair a ḃí riaċtanaċ dóiḃ le teaċt i dtír. Do ċuaḋadar ar iasgaireaċt, do ṡaoṫaruiġeadar an talaṁ, do ḃaineadar an t-arḃar, do ġleusadar an biaḋ, ⁊ rinne Colum féin a ċuid saoṫair mar ċáċ. Do ḃí biaḋ fíor-ṡimplíḋe aca, ⁊ beagán dé, aċt aṁáin Dia Doṁnaiġ, ⁊ ar uairiḃ eile nuair a ḃí gnó trom orra 'san ḃfearann amuiġ, nó nuair a ṫáinig aoiḋeaḋ éigin ar cuairt 'san oileán.

Ḃí Colum fial, flaiṫeaṁuil, mar do ċímíd ar sgeul beag 'san Leaḃar Leasa-ṁóir. Ḃí sé féin ag gleusaḋ mairt do'n ṁeiṫil le h-aġaiḋ na féise, lá do ḃí Maol Uma, laoċ Éireann, ag fuireaċ 'san mainistir. Do ċuir Colum cuireaḋ ar an laoċ a ṡáiṫ d'iṫe sul a dtiucfaḋ an ṁeiṫeal a baile. D'iṫ Maol Uma an féise uile go léir. Níor ḃac Colum leis, aċt nuair a ḃí an feoil iṫte ar fad aige, d'iarr sé air na cnáṁa do ċruinniuġaḋ. Rinne Maol Uma sin. Do ḃeannuiġ Colum na cnáṁa ⁊ ṫáinig feoil orra arís le ḃeiṫ 'na féise ag an meiṫil.

Níor iṫ Colum féin mórán feóla, áṁ, ⁊ níor ól sé fíon ná lionn. Do ċuir sé smaċt cruaiḋ air féin i gcóṁnuiḋe. Innstear gur ab mian leis "braiseaċ neanntóg" ḃeiṫ aige mar ḃiaḋ, aċt do ċuir a ġiolla Diarmuid anḃruiṫ ann a gan ḟios dó, mar ba ṫruaiġe leis a ṁáiġistir ḃeiṫ gan iṫe feóla ar biṫ. Ḃí Colum ċoṁ tana sin naċ raiḃ aċt croiceann ar a ċnáṁaiḃ, ⁊ ar n-ėirġe dó tar éis a ċodlaḋ ar an tráiġ (mar ba ġnáṫ leis go minic) ḃí cuma a asna cloḋḃuailte ar an ngaineaṁ faoi. Ḃí leaptaċa ag na manaċaiḃ, aċt do luiġ Colum ar leic lom gan aċt brat croicinn mar éadaċ air. Taisbeántar cloċ in Í anois ar a nglaoḋtar "Ceann-aḋairt Ċoluim-cille." Innstear dúinn i leaḃar Ṁaġnusa Uí Domnaill gur ċuaiḋ sé gaċ uile oiḋċe 'san uisge ḟuar go dtí an muineul, ⁊ naċ dtáinig sé amaċ as go raiḃ an Saltair ráiḋte aige, ó ṫús go deireaḋ. Leis sin, ḃí neart ⁊ sláinte aige, dá iongnaḋ a ráḋ. Do sgríoḃ sé leaḃair, do ċúm sé baċaill ⁊ croise ⁊ "polairí" .i. málaiḋe in ar cuireaḋ na leaḃair i dtaisge, ⁊ do ḃeannuiġ sé iad ċum seirḃíse Dé.

Ċuaiḋ sé go minic go tír-ṁóir na h-Alban, ag teagasg an Ċreidiṁ do na Cruiṫneaċaiḃ ⁊ do na págánaċaiḃ eile, Is ó Ċolum-cille fuair muintir na h-Alban ⁊ cuid ṁaiṫ de ṁuintir na Sacsan a gCreideaṁ, ⁊ is ioṁḋa ainm áite ⁊ baile Albannaċ a ċuireas an naoṁ i gcuiṁne dúinn.

Ṫug cléiriġ Éireannaiġ na sean-aimsire iarraċt ar na ríoġa ⁊ na taoisiġ do ṫarraing ar dtús ar an gCreideaṁ, óir rinne na daoine eile aiṫris go minic ar a n-uaislib. Ḃí gaċ cineál mar teaġlaċ, in ar lean na mic ar a n-aṫair. Mar sin, d'iompuiġ Colum mórán ríoġ ar an tsliġe ceart, ⁊ do ḃaist sé iad ⁊ a muintir. Ċuaiḋ sé d' ionnsuiḋe Ḃrúiḋe, rí na gCruiṫneaċ, tamall gearr i ndiaiḋ a ṫeaċta in Í. Do ḋruid Ḃrúid doirse a ḋúin in aġaiḋ Ċoluim, aċt rinne an naoṁ cóṁarṫa na croiċe ar an doras mór ⁊

d'ḟosglaḋ go h-obann é gan láiṁ duine curṫa air. Nuair a ċonnaic Brúid an ṁíorḃail sin, do ċreid sé i nDia, a ṫug an oiread neirt sin d'á ḟearḃógantaiḋe. Bí Colum ⁊ Brúid 'na gcáirdiḃ maiṫe 'na ḋiaiḋ sin go dtí bás an naoiṁ.

Ins an mbliaḋain 575, nuair a ḃí Colum dá ḃliaḋain deug in Albain, do ċuir fir na h-Éireann fios air, mar ba ṁián leó a ḟeicsint ⁊ agallaṁ do ḃeiṫ aca leis, ⁊ do ċuir siad impiḋe air teaċt ċum mórḋála a ḃí aca d'á cruinniuġaḋ ag Druimceata, i ngar do Ḋoire. Is furus dúinn a ṫuigsint go raiḃ lúṫġáir croiḋe ag Colum an cuireaḋ sin d'ḟaġáil, ⁊ gur ċuaiḋ sé "anoir go dian," mar innstear air i sgríḃinn atá i nDún-Éudain anois, sgríḃinn ar a ḃfuil cosaṁlaċt ṁór leis an Leaḃar mBreac ⁊ le Leaḃar na h-Uiḋre. Aċt "is ar trí fáṫaiḃ táinig Colum-cille anoir," taoḃ amuiġ d'á ċuid gráḋa ar a tír féin, .i. na fileaḋ do ċosaint ⁊ do ċongḃáil in Éirinn; síoṫċáin do ḋeunaḋ idir ḟearaiḃ Éireann ⁊ Alban um Dáil Riada; ⁊ Sgannlan mac Cinnfaelaḋ mic ríġ Osraiḋe d'ḟuasglaḋ. Do ḃí an Sgannlan ceudna in "idireaċt," nó 'na ġeall, i láiṁ Aoḋa mic Ainmireaċ, ⁊ do ġaḃ Colum air féin, mar ḃí gaol aige le h-Aoḋ, go saorfaiḋe Sgannlan i gceann bliaḋna, aċt níor saoraḋ é, ⁊ ḃí droċ-usáid air, leis. Ar gcloistin an néiṫ sin do Ċolum, do ġul sé go mór, "agus is é sin a ṫug anoir go dian é." Tá súil againn naċ fíor an sean-sgeul adeirear gur ṫáinig sé le brat carta tar a ṡúiliḃ "⁊ coċall tairis anuas, ar dóiġ naċ ḃfeicfeaḋ sé fir Éireann ná a mná." Ba ṫruaiġe an níḋ é sin. Doḃ' ḟada go leór iad na bliaḋanta in a raiḃ a "ṡúil ġlas" ag feuċaint le deóraiḃ tar an ḃfairrge anoir, gan radarc d'ḟaġáil ar tír a ḋúṫċais. Doḃ' fíor é a aiṫreaċas, ⁊ doḃ' ḟada go leór é a ṗian. Aċt ó tárla gur sgríoḃ na sean-stairiḋe sin, do ṡaoil siad gan aṁras gur b'é Colum do sgríoḃ dá ririḃ an dán úd "Oiḃinn beiṫ ar Ḃeinn Eadair"

a ḃí againn d'á luaḋ ċeana. Doḃ' í sin baraṁuil seana-ċaiḋe na sgríḃinne Ḋúin-Éudain, mar ċuireann sé an rann "Fuil fuil nglais" síos, le n-a ċur i gcéill dúinn gurḃ'é an fáṫ fá'r ṫáinig Colum le brat tar a ṡúiliḃ "óir do ṫairngir roiṁe é."

D'éiriġ le Colum na trí néiṫe do ḋeunaḋ a ġaḃ sé air ar dteaċt go Druim-ceata dó. Ṫug sé ar Aoḋ Sgannlan do léigean as; sgaoil sé ríoġa Ḋáil-Aráiḋe na h-Alban ó ḃeiṫ faoi réim ríoġ Ḋáil-Aráiḋe na h-Éireann; ⁊ ṡaor sé na báird ó ḃeiṫ sgriosta amaċ, ag laḃairt go fóġlumṫa ⁊ go cáirdeaṁuil d'á dtaoiḃ, ⁊ ag geallaṁaint go gcuirfiḋe cosg ar a gcúṁaċt ⁊ ar a síor-ċaiteaṁ. Ḃí ríoġ-ḃárd ann, darḃ' ainm Dallán Forgaill, ag a raiḃ dán sgrioḃṫa ċum ónóra Ċoluim, ⁊ ṫosuiġ sé d'á ṫaḃairt uaiḋ ós cóṁair an tionóil, aċt do ċuir Colum air stad, 'gá ráḋ níor ċóir do ḋuine ar biṫ éisteaċt le n-a ṁolaḋ féin, ⁊ gur fearr do Ḋallán a ḋán do ċongḃáil go raiḃ sé féin (.i. Colum) 'san uaiġ. Tá an dán úd le faġáil anois. "Amra Ċoluim-ċilli" is ainm dó, ⁊ is an-ċruaiḋ an Ġaeḋilig atá ann.

Do ṁair Colum in Í ar feaḋ ḋá ḃliaḋain ar ḟiċid 'na ḋiaiḋ sin, ⁊ ní féidir a innsint an uile ṁíorḃail ⁊ deaġ-oḃair a rinne sé ann. Ḃí meas mór air, ⁊ go deiṁin tá meas air indiú, ar fud na h-Éireann ⁊ na h-Alban, ⁊ ins gaċ tír in a raiḃ an Creideaṁ d'á teagasg. Ḃí gráḋ ag gaċ aoinneaċ air, mar ġeall ar an ngráḋ a ḃí aige-sean ar Ḋia ⁊ ar an gcóṁarsain. Dá ċruaiḋ a ḃíoḋ sé 'na aġaiḋ féin, ḃí sé ceannsa, cineálta in aġaiḋ na ndaoineaḋ eile, aċt aṁáin má rinne siad olc nó éagcóir. Do ḃí árd-ṁeas aige i gcoṁnuiḋe ar an ngráḋ nádúrṫa is cóir do luċt-gaoil ḃeiṫ aca ar a ċéile. Feuċ ar sgeul Liḃráin in a ċímid náraḃ ṁaiṫ leis duine do ġaḃáil cléireaċta air, an faid a ḃéiḋeaḋ a aṫair ⁊ a ṁáṫair beó, d'eagla go mbeiḋeaḋ na sean-daoine in easbuiḋ a ċaḃra; ⁊ ar an

sgeul eile i dtaoiḃ mná-ṗósta a ḃí ar tí sgaraṁuin le n-a fear ⁊ dul i dtiġ-riaġalta, muna mbeiḋeaḋ Colum ag guiḋe ar Ḋia searc ar a fear do ċur in a croiḋe arís. Ní ar ḋaoiniḃ amáin, aċt ar ainṁiḋiḃ fós, ḃí cineáltas caoṁ ag Colum. Ċualaiḋ gaċ duine tráċt ar an gcorr ṡáruiġṫe a ṫuit ar ṫráiġ Ía, ⁊ cionnus a ṫug Colum cabair ⁊ fosgaḋ dí "óir ṫáinig sí as a aṫarḋa."

Mar ins gaċ am d'á ḃeaṫa, ċonnaic sé aingil in Í go minic, ⁊ ríṫeann an sgeul go raiḃ siad ag caint ⁊ ag cóṁráḋ leis ar ċnoc beag ar a ḃeirtear "Cnoc na n-Aingeal" anois. Nuair a ḃí Colum dá ḃliaḋain deug ar tri fiċid d'aois, ṫáinig tinneas mór air, ⁊ duḃairt sé le n-a ṁanaċaiḃ gur ḟaca sé na h-aingil ag teaċt faoi n-a ḋéin, aċt giḋ gur ḟíor-ṁaiṫ leis féin dul i ḃfoċair Ċríost, ḃí muintir na h-Eaglaise uile ag guiḋe ar Ḋia fad do ċur ar a ḃeaṫa, ⁊ duḃairt sé go dubrónaċ gur ḟaca sé na h-aingil ann sin ag filleaḋ ar ais arís ar neaṁ, ⁊ naċ dtiocfaidís le n-a taḃairt leó aċt i gceann ceiṫre bliaḋan.

Ḃí Colum aosta anois, ⁊ ní raiḃ neart aige ar aon obair do ḋeunaḋ amuiġ le n-a "ṁacaiḃ," aċt innseann Aḋaṁnán sgeul áluinn i dtaoiḃ an ċúraim a ḃí aige orra fós. Gaċ tráṫnóna, ar dteaċt do na manaċaiḃ ó'n ḃfearann, nuair a ṫángadar fá ṫuairim leaṫ-ḃealaiġ go baile, do ṁoṫuiġ gaċ fear aca níḋ iongantaċ 'na inntinn féin. D' innseadar é do Ḃaoiṫine, a ḃí 'na ḋalta ⁊ 'na ċóṁarba do Ċolum-cille, 'gá ráḋ leis gurb' aṁlaiḋ do ḃí deaġ-ḃolaḋ fíor-ṁilis aca d'á ṁoṫuġaḋ, mar ḃíoḋ deaġ-ḃolaḋ bláṫ an doṁain uile le ċéile ann, ⁊ teas sáṁ 'gá dteiṫeaḋ gan a losgaḋ, ⁊ lúṫġáir do-laḃarṫa ag cur aoiḃnis ċoṁ mór sin 'na gcroiḋṫiḃ naċ raiḃ cuiṁne ar biṫ aca feasta ar aon ḃrón nó ar aon tuirse. Do ṁíniġ Ḃaoiṫin an rún dóiḃ ann sin, 'gá ráḋ leó: "Tá a ḟios agaiḃ go ḃfuil ár n-aṫair

Colum ag smuaineaḋ orrainn go h-imniḋeaċ, ⁊ go ḃfuil brón air mar ṫigimíd ċoṁ mall sin a ḃaile ḋó; aċt ar gcuiṁniuġaḋ ḋó ar ár gcuid oibre, ⁊ ó naċ dtig le n-a ċorp teaċt 'nár gcoinne, tigeann a spiorad ag casaḋ dúinn 'san tsliġe, ⁊ is é sin a ċuireas an ṁéad sin lúṫġáire ⁊ suaiṁnis orrainn."

Is beag naċ raiḃ na ceiṫre bliaḋanta ar ar labair Colum caiṫte anois. Innstear stair a ḃáis naoṁṫa go cruinn i leaḃar Aḋaṁnáin. Is truaġ naċ féidir linn an sgeul uile do ċur síos mar atá sé ann. Ṫáinig an Saṫarn, oiḋċe na Cingcíse, ann, ⁊ ċuaiḋ an naoṁ amaċ le n-a ġiolla dílis Diarmuid, ċum an sgioból do ḃeannuġaḋ mar aon leis an arḃar a ḃí ann. Duḃairt sé ann sin le Diarmuid gur ins an oiḋċe ċeudna "raċaḋ sé ċum a aiṫreaċ," ⁊ do ċaoin Diarmuid go geur-ḃrónaċ ar gcloistin an sgéil ḋó. Ar ndul ar ais ḋóiḃ ḃí tuirse ar Ċolum, ⁊ ṡuiḋ sé síos ar ṫaoiḃ an ḃóṫair. Ḃí sean-ġearrán bán ann, a ḃíḋeaḋ ag obair timċioll na mainistreaċ, ⁊ nuair a ċonnaic sé a ṁáiġistir ṫáinig sé ċuige, ċuir sé a ċeann in uċt an naoiṁ, ⁊ ṡil sé deóra as a ṡúiliḃ, aṁlaiḋ mar ḃéaḋ duine ann. Duḃairt Colum le Diarmuid gan a ṫiomáint amaċ as, mar do ḃí eolas níos fearr ag an gcréaṫúir ḃoiċt go raiḃ an bás ag teaċt ar a ṁáiġistir 'ná ḃí aigesean tamall beag roiṁe sin. Do ḃeannuiġ Colum an sean-ċapall, ⁊ ċuaiḋ sé suas ar ċnoc beag, ar ar ṡan sé 'na ṡeasaṁ ag feuċaint ar an mainistir. Do ṡín sé a láṁa amaċ ós a cionn ⁊ do ḃeannuiġ sé í, ⁊ ann sin d' iompuiġ sé "a aġaiḋ siar" ⁊ beannuiġ sé tír na h-Éireann mar an gceudna.

D'ḟill sé a ḃaile, ⁊ do ċrom sé ar aiṫsgríoḃaḋ na Salm. Ḃí sé ag an 34aḋ Salm, ⁊ sgríoḃ sé ċoṁ fada leis an rann, "Ní ḃéiḋ uireasbuiḋ aon ṁaiṫis ar an luċt iarras an Tiġearna." "Seó," ar sé, "caiṫfiḋ mé stad ar deireaḋ na duilleóige. An níḋ leanas, sgríoḃaḋ

Baoiṫin é." Agus is é an rann a ḃí ag Baoiṫín le sgríoḃaḋ, "Tigiḋ, a ċlann, éistiġ liom-sa; teagaisgfeaḋ eagla an Tíġearna ḋíḃ." Ċuaiḋ Colum 'na luiḋe, ag a ráḋ le n-a ṁuintir, "Tá focal deiġeannaċ agam le ráḋ liḃ, o! a ċlann: bíoḋ fíor-ċartanaċt ⁊ gráḋ agaiḃ ar a ċéile, agus síoṫċáin leis."

Ar uair na meaḋon-oiḋċe do bualaḋ an clog le h-agaiḋ an iarṁeirge. D'éirig Colum, ċuir sé euḋaiġ bána air, mar ḃí Doṁnaċ na Cingcíse ann, ⁊ rit sé amaċ do'n ċill roiṁ a ṁacaiḃ uile. Ċuaiḋ sé isteaċ 'na aonar, ⁊ leig sé é féin ar a ġlúiniḃ ag úrnuiġe cois na h-altóra. Nuair táinig a ṁuintir, do ċoncadar an eaglais ar n-a líonaḋ do ṡolas ainglíḋe, aċt ar dteaċt níos foisge ḋóiḃ, ċuaiḋ an solas as. Do ġaḃ Diarmuid isteaċ, 'gá ráḋ go dolásaċ "Cá ḃfuil tú, a Aṫair?" ⁊ ar ndul tréas an dorċadas ḋó, fuair sé an naoṁ 'na luiḋe roiṁ an altóir. Do ṫóg sé é, ⁊ do ċuir sé a ċeann in a uċt féin. Ṫáinig na manaiġ uile ann sin ag taḃairt soluis leó, ⁊ d'ḟosgail Colum a ṡúile, ⁊ ḋearc sé orra le gráḋ ⁊ le lúṫġáir. Ṫug sé iarraċt ar a láṁa do leaṫaḋ ċum a mbeannuiġṫe, ⁊ do ṫóg Diarmuid láṁ ḋeas an naoiṁ, ionnus gur ḃeannuiġ sé a ċlann le n-a láiṁ, giḋ nár ḟeuḋ sé labairt, ⁊ i lár a ḃeannaċta ċuaiḋ a spiorad as.

"Is mór-luaċ i ḃfiaḋnuise an Tíġearna bás a naoṁ."

Ins an seaċtṁaḋ bliaḋain deug ar trí fiċid d'á aois fuair Colum-cille bás, an 9aḋ lá de Ṁeiteaṁ, 'san mbliaḋain 597. Fuair a ċóṁarba Baoiṫín bás an lá ceuḋna 'san mbliaḋain 599. Do cuireaḋ Colum in Í ar dtús, i Roilig Oḋráin gan aṁras, aċt i gceann ceuḋ bliaḋan nó mar sin, tugaḋ a ċorp anoir go h-Éirinn, ⁊ deirtear gur aḋlaiceaḋ láiṁ le Naoṁ Páḋraic ⁊ Naoṁ Briġid é, i nDún-Páḋraic. Ḃí meas ċoṁ mór sin ar an áit in oileán Ía in a raiḃ cnáṁa Ċoluim 'na luiḋe, gur táinig buiḋne

Albannaċa ⁊ Loċlannaċa le corpaiḃ a ríoġ, le n-a gcur i dtalaṁ naoṁṫa Roilige Odráin. Tá "Port-na-marḃ" mar ainm ar ċuan beag in Í mar ġeall ar an nós sin.

D'ḟág Colum-cille cuid ṁaiṫ de ḋántaiḃ 'na ḋiaiḋ. Is féidir naċ bfuil an cuma ceudna orra anois ⁊ a ḃí nuair a ṫáiniġ siad ó n-a láiṁ féin, aċt ní h-é sin aḋḃar ċum a ráidte naċ leis na smuainte atá ionnta. Is fíor é, áṁ, gur cuireaḋ amaċ mórán "tairngireaċt" mí-ċiallaċ nár sgríoḃ Colum ariaṁ; tóg mar ṡompla an leaḃar a ċuir Nioclás Ua Cearnaiġ i gcló i mBlá' Cliaṫ 'san mbliaḋain 1856. Ní fiú dúinn tráċt ar a léiṫéid de sgeultaiḃ.

Leagṫar ar Ċolum-cille trí dánta Laidne atá ins an "Liber Hymnorum" in Árd-sgoil na Trionóide i mBlá' Cliaṫ, .i. "Altus Prosatur," "In te, Christe," ⁊ "Noli Pater." Is dán breáġ, mórḋa an t-"Altus Prosatur," in a bfuil maċtnuġaḋ d'á ṫaḃairt ar ċúṁaċt Dé ⁊ ar an moḋ in a bfuil sí le feicsint ins gaċ obair na nádúire, ⁊ i ngníoṁaiḃ Dé le h-aingliḃ ⁊ le daoiniḃ ó ṫús an domain go dtí an lá in a ṫiocfaiḋ Críost ó neaṁ le breiṫeaṁnas do ṫaḃairt ar ḃeoḋaiḃ ⁊ ar ṁarḃaiḃ, nuair (adeir an file) béiḋ a náiṁde dóiġte le teiniḋ pianaṁuil ⁊ raċaiḋ luċt na fíréantaċta do ṫeagṁáil air, le beiṫ go síorruiḋe i bfoċair an Tíġearna. I roiṁḟocal an "Altus" deir Colum gur sgríoḃ sé an dán mar ba ṁian leis maiṫeaṁnas d'ḟaġáil ar son na gcaṫ a ṫáinig dé.

I dtaoiḃ filiḋeaċta Gaeḋilge Ċoluim-cille: cuirṫear bunáite dá ġiota deug air. Giḋ naċ bfuil láin-dearḃaḋ le faġáil orra, b'ḟéidir go bfuil uġdarás is fearr ag ceann nó dó aca 'ná 'tá ag an roinnt eile—mar atá "Slán le h-Arain," dán in ar ċuir sé síos an gráḋ a ḃí aige ar na h-oileánaiḃ úd ⁊ ar an bfairrge. Ḃí Colum 'na ḋeag-ṁairnéalaċ. Do ċímíd in a ḋántaiḃ uile gur ṁaiṫ leis

beiṫ ar an tráile. Féuċ ar "Beinn-Éadair" ar ar labramar ċeana, ⁊ ar ḋán eile—"Do ba meallaċ, a ṁic mo Ḋé"—in a ḃfuil tráċt ar a ċuraċ "Dearg drúċtaċ," ar "sluaġ na ḃfaoileán," ⁊ ar "turgnaṁ tar tuinn toibre nDileann." Is ins an dán ceudna adeir sé gur ġráḋuiġ sé Éire, tír na n-ear, "aċt a hellaċ" .i. aċt aṁáin na h-uaisle a ḃí 'gá sciúraḋ.

Ar dteiḋeaḋ ar Teaṁpaiġ dó, nuair a ṫug an rí Diarmuid an ċlaoin-ḃreaṫ air i dtaoiḃ leaḃair Ḟionntáin, rinne sé aḃrán seaċt rainn deug ar fad atá le léiġeaḋ fós.

I leaḃar-lann Bhodley, in Oxford, tá sgríḃinn in a ḃfuil mór-ċruinniuġaḋ de ḋántaiḃ Gaeḋilge, ⁊ cuirtear ainm Ċoluim-cille ar ċuid ṁaiṫ díoḃ. Tá dá ḋán ann atá 'na n-agallṁaiḃ idir é féin ⁊ Cormac Ua Liaṫáin, fear d'á ṁuintir a ḟág sé mar abb i nDairṁaiġ ar n-imṫeaċt go h-Albain dó féin. Is minic a ṫig ainmneaċa Dair-ṁaiġe, Doire, ⁊ áit eile na h-Éireann ins na dántaiḃ uile, ⁊ tá dán ar Dair-ṁaiġ féin a sgrioḃ Colum, mar is cosṁuil, sul ar ḟág sé an uair ḋéiḋeannaċ an ṁainistir ionṁuin sin. Tá dán ins an sgríḃinn Bhodleian ceudna atá deiċ ar ceiṫre ḟiċid rann ar fad. "Mesca (.i. tairngireaċt) Ċoluimċille" is ainm dó, aċt tá aṁras mór ar a uġdarás. Deirtear gur sgrioḃ Colum aḃrán ċum onóra Naoiṁ Ḃríġde, ⁊ is soi-ċreidte go leór é, mar ní féidir aċt gur ċualaiḋ sé sgeul a ḃeaṫa ó ḋaoiniḃ ag a raiḃ aiṫne uirri, mar ḃí sí beó fós nuair rugaḋ é féin.

In Annálaiḃ na n-Ulaḋ cuirtear "Colum-cille ceolaċ" ar Ċolum ar son a ḟiliḋeaċta. Ní h-í an ḟiliḋeaċt, áṁ, a ṫigeas ar dtús i gcuiṁne dúinn an tan a ċluinimíd teaċt air. Is é a ḃeaṫa naoṁṫa, is iad an creideaṁ, an dóċċas, an gráḋ a ḃí aige, is iad fós na loċta atá d'á ċur i gcéill dúinn gurab duine é mar sinn féin, is é an t-aiṫreaċas a ḟoillsiġeas dúinn gur féidir linn féin aiṫris

do ḋeunaḋ air, is iad neart a ċroiḋe ⁊ treise a anma, tré n-ar ċuir sé gaċ uile aoiḃneas saoġalta ar gcúl ċum é féin do ḃronnaḋ suas ar Ḋia—is iad so na néiṫe ar a smuainimíd i gcóṁnuiḋe, ⁊ a ċuirfiḋ glóir ⁊ onóir go deó ar ainm Ċoluim-cille.

Gartan.

---

Prize Essay by "Deisciobal."

## Gearr-ṫuairisg ar Naoṁ Columcille.

Ċonnaic Pádraig naoṁṫa 'na ló féin gáirdín an Tiġearna do ċuir sé i nÉirinn ag tabairt toraḋ flúirseaċ folláin uaiḋ. Is iomḋa deisciobal duṫraċtaċ, lán do ġráḋ agus do ġrásaiḃ Dé, d'imṫiġ ó n-a láiṁ agus sé n-a ḃeannaċt ag saoṫruġaḋ do'n Tiġearna. Níor stad sain le saoġal Ṗádraig. Buiḋeaċas le Dia dá ċionn níor stad sain fós, agus is é ár ndóċas agus ár nguiḋe ná stadfaiḋ go deire an t-saoġail.

Coṁ luaṫ agus ḃí Éire go léir sealḃuiġṫe do'n Ṁáiġistir, d'iompoiġ apstail naoṁṫa Gaoḋalaċa a n-aġaiḋ ar ḋúṫaiġiḃ i ḃfad tar sáile, ag ḃriseaḋ draoiḋeaċta na pagánaċta, agus ag craoḃ-sgaoileaḋ soisgéil Ċríost. Aon ḃliaḋain déag agus trí fiċid tar éis ḃáis Ṗádraig is eaḋ d'imṫiġ Columcille, apstal na h-Alban, an naoṁ is mó cáil d'ár fág Éire riaṁ. Aḋmuiġtear na ċionn sain, agus ní furus a ṡéanaḋ, gurab é an naoṁ is aoirde do'n ċine Gaoḋalaċ é.

Ní féidir áireaṁ cé ṁéid uġdar do sgríoḃ ar Columcille. Is é céad duine sgríoḃ ar a ḃeaṫaiḋ agus ar a ġníoṁarṫaiḃ, Cumin, dá ngoirṫear Cumineus Albus i Laidin. Manaċ i mainistir Í Ċoluimcille, nó Iona, an

t-ainm atá dá ṫabairt anois ar an oileán sain, dob' eaḋ Cumin, agus cailleaḋ é san ḃliaḋain 668, sé sin, aon ḃliaḋain déag agus trí fiċid tar éis Ċolumcille féin d'ḟaġáil ḃáis. Ḃí cuid éigin dos na deisciobluiḃ a ṁair fé láiṁ Ċolumcille i nÍona 'na mbeataiḋ le linn Ċumin ; agus ċualaiḋ sé a lán dos na neiṫiḃ do sgrioḃ sé ó ḋaoiniḃ a ḃí láiṫreaċ nuair ṫuiteadar amaċ, go h-áiriġṫe tuarasgḃáil ar ḃás an naoiṁ. Cailleaḋ san ḃliaḋain 703 Naoṁ Aḋaṁnán, stáraí eile do sgríoḃ beata Ċolumcille. B' é Aḋaṁnán an deaċṁaḋ ab os cionn na mainistreaċ ceudna. Is follus go mb'ḟéidir leo so araon an ḟírinne ġlan d'ḟaġáil i dtaoḃ a ḃeata agus a ġníoṁarta. Seaċas sain, fir naoṁta deaġ-eolaċa b'eaḋ iad, agus is ionċreidte a ḃfuil ráidte acu. Ó ṡoin anuas trés na h-aosaiḃ tá uġdair ag cur síos ar Ċolumcille, i gcaoi gur mó 'tá sgríoḃṫa air 'ná ar aon duine d'ar ṁair ins na h-oileánaiḃ seo go ceann céadtaiḃ bliaḋan 'na ḋiaiḋ. Deirtear gurab iad ṫugann an cúntas is cruinne air, tar éis na beirte adubramar ṫuas, Maġnus Ó Domhnaill agus an tAṫair Seaġan Ó Colgáin do sgríoḃ i ḃfaḋ o ṡoin ; agus an tAṫair Seaġan Ó hAnnláin atá 'na ḃeataiḋ fós.

Deir na h-uġdair linn go ndearna Naoṁ Pádraig agus Naoṁ Buite tairngreaċt ar ġeineaṁain agus ar ḃeannuiġ-teaċt Ċolumcille, agus gur ḟoillriġ aingeal d'á ṁáṫair sul ar rugaḋ é cad é méid anam do ṫreoróċ' sé go flaiṫeaṁnas Dé. Cé iomḋa sgeul atá ḋ'á innsint air, ní ṁeasamuíd go ḃfuil aon níd eile is fearr tearbánas tuairisg a naoṁtaċta imeasg na ndaoine 'ná an sgeul simpliḋe seo atá ḋ'á aiṫris leis na ciantaiḃ :—'sé sin, go raiḃ fiaḋ ḋ'á ċlutaḋ lá ag Bran, cú Ḟinn ṁic Cuṁaill, agus gur lean Bran é siar go bruaċ aḃann an tSean-Ġleanna i dTír Ċonaill, aċt gur ḋiúltaiḋ sí dul ṫar an aḃainn 'na ḋiaiḋ. Tá "Tearmann Ċolumcille" ar an dtaoḃ eile do'n aḃainn seo ; agus is é deir na daoine gurab i coimirce

an Tearmainn do ṡaor ó ḋíoḃail an t-ainṁiḋ boċt, cé gur ṫárla an fiaḋaċ sain céadta bliaḋan roiṁ aimsir Ċoluimcille.

Rugaḋ Columcille i nGartan i dTír Ċonaill an seaċtṁaḋ lá do ṁí Nodlag san bliaḋain 521 d'aois Ċríost. Flaiṫ do'n ḟuil a b'ḟearr i nÉirinn dob' eaḋ é, ó b'é a aṫair Feiḋlim mac Ḟearguis ṁic Conaill Gulban ṁic Néill Naoi-Ġiallaċ. In a ḟoċair sin, do ṡíol Ċaṫaoir Ṁóir dob' eaḋ a ṁáṫair, Aiṫne. Áirṁtear sé rí agus dá ḟiċid os cionn Éireann do ṡíol Néill, agus b' é Fearġus, seanaṫair Ċoluimcille, an ċéad Árd Rí ḃí 'na Ċríostaí. Ḃí ceaṫrar do ġaoltaiḃ comġaraċa an naoiṁ 'na n-árd-ríġṫiḃ le linn a ṡaoġail, agus do ḋiúltuiġ sé féin do'n ċoróin nuair tuit sí ċuige le ceart.

Baisteaḋ an leanḃ fíor-uasal so i dTulaiġ Duḃġlaise agus Criṁṫán is eaḋ tugaḋ mar ċéad ainm air. Is i ḃfad 'na ḋiaiḋ sin a tugaḋ an Colum air, mar ġeall ar a ṡuḃáilciḃ. "Céad-imṫeaċt Ċoluimcille" atá mar ainm ó ṡoin ar an áit ar oileaḋ 'na leanḃ é, agus ḃíoḋ turus agus pátrún ann go dtí a ḃfuil le tamall, le gráḋ agus le h-onóir dó. B' é Crunaċán, an sagart do ḃaist é, an ċéad oide ḃí aige, agus do ṁúin sé léiġeaḋ agus sgríoḃaḋ dó. D'eiriġ an t-aosánaċ suas lán do ċaoṁaċt agus do ġrásaiḃ Dé fé ṫeagasg an deaġ-ṡagairt sin; agus ṫug sé tosaċ a ṡaoġail le foġluim, le diaḋaċt, agus le trosgaḋ. Ċuaiḋ sé ar sgoil go Naoṁ Finġin ag Maġḃile le h-ais Loċa Cuain 'na ḋiaiḋ sin, agus ċaiṫ sé treiṁse fada i gCluainiráird, cois na Bóinne, fé láiṁ naoiṁ eile do'n ainm ċeudna. B'í an sgoil seo i gCluainiráird sgoil ba ṁó cáil i nÉirinn san am sain. "Cliaḃán na Naoṁ" a tugtaí uirṫe, agus ní h-iongna sain, mar tá deiṁin leis go dtáinig trí ṁíle manaċ airte le linn naoiṁ Ḟinġin féin do ḃeiṫ mar uaċtarán uirṫe. Ċaiṫeaḋ Columcille gaċ re

roinn do'n lá sa sgoil sin ag foġluim agus ag meilt ḃróna, ag urnaiġe agus ag sgríoḃaḋ; agus is beag do'n oiḋċe ṫugaḋ sé le codla. B' é an sgoláire ba ċliste sa sgoil é i ngaċ saġas léiġinn; aċt ċuir sé spéis tar bárr insna sgríḃinniḃ diaḋa. Ḃí sé seaċas sain, 'na ṡompla do'n ċuid eile le dúṫraċt, le caoṁaċt, agus le n-a ḃeaṫa deaġ-órduiġṫe. Ṫug sé tamall eile ar sgoil naoiṁ Ḃercáin i nGlas Naiḋin i bḟoċair na naoṁ sain Ciarán, agus Canice, agus Coṁgall.

D'órduiġeaḋ na ṡagart é san ḃliaḋain 543, nó tamall éigin 'na ḋiaiḋ sin. As sain amaċ d'iompoiġ sé a ċuid foġluma agus a ċroiḋe go h-iomlán ċum seirḃíse Dé. Ḃíoḋ árd smaċt agus eugcóir ḋ'á n-imirt ar ḋaoiniḃ boċta san am sain ag luċt saiḋḃris agus cuṁaċta. Ṫeasbáin Columcille ó ṫúis mar ḟuaṫaiġ sé na droċ-ḃearta sain, agus níor ḃ'ḟada go raiḃ sé 'na sgiaṫ agus 'na sgáṫ ag an mboċtán, agus 'na sgiúrsa do'n duine eugcóraċ. Ba ṁó an brìġ ḃí 'na ġuṫ 'ná mar ḃí i n-arm an Árd-Ríoġ, ċum cosg do ċur ar ṁí-riaġalaċt na mionn-ríoġ. Ṫóg sé teampaill agus mainistreaċa i nÉirinn ó Ḋoire go Dair-ṁáġ, agus do líon sé na mainistreaċa sain do ṁanaċaiḃ a tugaḋ suas fé 'na ṫeagasg agus fé 'na riaġail féin. Deir mórán úġdar gur ḃ' iad so lean riaġail Ċoluimcille na Giollaí Dé, nó na Céillí Dé, ó is é is fearr tuigtear orṫa, aċt is treise an t-úġdarás atá acu so deir nár ḃ'iad. Seaċt déag nó oċt déag do ḃliaḋnaiḃ a tug Columcille leis an obair sin i nÉirinn, agus áirṁtear seaċt mainistir déag ar ḟiċid do ċuir sé ar bun. D'imṫiġ sé annsan fé ḋéin ár gcine ḃí i nAlbain, ċum iad do ḋeaġailt ó'n bpagánaċt, agus do ṫaḃairt ċum Creidiṁ Ċríost.

Is beag duine i nÉirinn nár ċualaiḋ gurab aṁla díbreaḋ Columcille as Éirinn mar ġeall ar an "gCaṫaċ," leaḃar sailm atá le feicsint fós i mBaile Áṫ' Cliaṫ, 'na

láiṁ-sgríḃinn féin. Aċt ní ḃfuil deaḃraṁ ná ugdarás maiṫ leis an sgeul sain. Is é deir Aḋaṁnán naoṁṫa, ag tagairt d'á imṫeaċt as Éirinn, go raiḃ duine áiriġṫe i mbraiġdeanas go h-eugcóraċ ag Diarmaid mac Cearḃaill, rí Teaṁraċ, agus gur ċuir Columcille impíḋe ar an rí ar son an duine boiċt, mar ba ġnáṫaċ leis. D' eitiġ an rí é, agus do ḃagair Columcille díoġaltas Dé air i dtaoḃ leanaṁaint ar an eugcóir. I n-ionad aontuġaḋ le coṁairle na ḃflaiṫ a ḃí láiṫreaċ 'sé rinne Diarmaid cogaḋ d' ḟógairt ar ċiniḋ an naoiṁ féin, g'á ṁaoiḋeaṁ go mbainfeaḋ sé a saoirse ḋíoḃ uile. Ḃuaileaḋ caṫ Ċúla Dreiṁne d'á ḋeargaiḃ sin. Rinne Columcille coṁairle le n-a ċáirdiḃ dílse, naoṁ Maol-Íosa, naoṁ Finġin, agus naoṁ Brendan Ḃiorra, do ḋruim an aiṁréiḋis; agus do ḃárr an ċoṁairle sin ṫug sé a aġaiḋ ar Albain san ḃliaḋain 563, agus dá-'r'éag bráṫair le na ċois.

Ḃí dá ṫreiḃ i nAlbain san am sain, na Cruiṫniġ agus na Scuit. As Éirinn a ḟíolruiġ gaċ treiḃ acu, aċt ba ḃeag do ċeaċtar ḋíoḃ a ḃí 'na gCríostaiġiḃ. Ḃí cuid dos na Cruiṫneaċaiḃ coṁgaraċ i ngaol do ṁuintir Ċoluimcille, agus gaol gearr ḋó b'eaḋ Conall, rí na Scot. Do ṡocruiġ an naoṁ sé i nÍ Coluimcille, oileán beag ar an dtaoḃ aḃus d' Albain, agus ṫóg sé mainistir ann. Ċrom sé ar an Soisgeul do ċraoḃ-sgaoileaḋ i nAlbain le rí agus le tuaṫ mar rinne Pádraig i nÉirinn roiṁe sin, agus do ċuir Dia an raṫ ceudna ar a ċuid oibre. Ḃí árd-ṫuairisg i nAlbain air, toisg fios a ḃeiṫ ag na daoiniḃ gur ḋiúltuiġ sé do ċoróin na hÉireann le grád do'n Eaglais; agus do glacaḋ an Creideaṁ uaiḋ i ngaċ áit d'á ndeaċaiḋ sé. Áirṁtear dá ṫeampall déag ar fiċid a ċuir sé ar bun imeasg na Scot, agus teampall agus fiċe imeasg na gCruiṫneaċ. I suim ġearr d'aimsir leaṫ mainistir Íóna subáilceas agus foġluim ar fuaid na hAlban.

Cé go raiḃ Columcille 'na ċeann ar an Eaglais i n-Albain níor ḋearmaid sé riaṁ a tír agus a ḋúṫċas féin. Ḃí grád aige d'Éirinn nár sgar leis go lá a ḃáis, agus is iomḋa slíġe ar ċuir sé a maiṫeas ar aġaiḋ. Nuair tionólaḋ Feis na hÉireann i nDruimceat san ḃliaḋain 588, ṫáiniġ sé ann ó Albain, agus mórán náċ é. Ḃ'í "Mór-ḋáil Dromaceat" an Ḟeis ba ṁó táḃaċt a tionólaḋ i nÉirinn ó aimsir Ṗádraig, agus aṁail mar b' é Pádraig an coṁairliġe ba ċríonna agus b' eolaiḋe i bFeis Ríoġ Laoġaire, b'é Columcille an coṁairliġe tar bárr a ḃí ag Rí Aoḋ san bFeis sin, agus fuair sé an toraḋ ceudna ar a ráiḋtiḃ. Ḃíoḋ Dal Riada na h-Alban, siad san na Scuit, fé árd-cíos agus cáin ag rí Teaṁraċ go dtí sin. Do labair Aoḋán, Rí na Scot, na ċoinne sin ag an bFeis. Ċoṁairliġ an naoṁ, nár ṁór d'Éireannċaiḃ agus d' Albanċaiḃ beiṫ bráiṫreaṁail, coinġeallaċ d'á ċéile feasda, agus gur ḃaoġalaċ dóiḃ naṁaid dá mbéaḋ easaontaċt eatorrṫa. Géilleaḋ do'n ċoṁairle sin. Tarraingeaḋ na coinġill, agus níor éiliġeaḋ an ċáin níos sia. Is fada Éireannaiġ ag taḃant an ċoṁairle ceudna ar na Sasanċaiḃ agus gan tairḃe dóiḃ ann.

Ṡaor Columcille báird na h-Éireann, agus Scannlán, mac Ríoġ Osraiġe ó ġeirġ an Árd-Ríoġ ag an bFeis ceudna. Ḃí na báird go léir le díḃirt as Éirinn, mar ġeall ar ṁí-riaġalaċt a mbeaṫa, aċt d'aontuiġ an Rí agus an Árd-Ċoṁairle le Columcille, gur ṁór an mí-ág d' Éirinn beiṫ gan bárdaiḃ foġlumṫa, agus go mb'ḟearr iad do ċur fé riaġalaiḃ 'ná iad do ḋíḃirt. Ḃí Scannlán i mbraiġdeanas ag an Árd-Rí, aċt fuasglaḋ é, go míorḃaileaċ tá sé ráiḋte, tré ġuiḋe Ċoluimcille. Ḃí naoṁ Dallán do sgríoḃ "Aṁraḋ Ċoluimcille" ag an bFeis seo i n-Druimceaṫ.

Dá ḃliaḋain a ċaiṫ an naoṁ i nÉirinn do'n turus sain,

agus ṫug sé cuairt ar na teampallaiḃ a ċuir sé féin ar bun i ḃfad roiṁe sin. Tá sé i mbeul gaċ aon duine go raiḃ do ṗionós air clúdaḋ do ċoimeád ar a ṡúiliḃ an dá ḃliaḋain sin. Ins an ḃliaḋain 1520, nó mar sin, do sgríoḃ Maġnus O'Doṁnaill an sgeul so agus sgeul an leaḃair. Ní ḃfuil aon uġdarás leo níos túisge 'ná sain, agus ní cóir ceaċtar díoḃ do ċreideaṁaint. D'ḟill Columcille go h-Iona d'éis an dá ḃliaḋan sain, agus fuair sé gaċ aon niḋ coṁ-líonta mar d' órduiġ sé.

Ṫug sé cuairt ar an bPápa sa Róiṁ tréiṁse 'na ḋiaiḋ sin. Do roiċ a ṫuairisg an Róiṁ i ḃfad roiṁe féin, agus ní misde a ráḋ gur ṁór an t-áṫas a ḃí ar an bPápa é 'ḟeicsint. Ṫug sé deire a ṡaoġail mar ṫug sé an ċuid eile de, le h-urnaiġe agus le trosgaḋ, le teagasg, agus deaġ-ṡompla, agus le h-obair láṁ idir ló agus oiḋċe. Do foillsiġeaḋ am a ḃáis dó tar éis a ṫeaċt aḃaile o'n Róiṁ, cé gur ṁair sé ceiṫre bliaḋna níos sia. Duḃairt sé le Diarmaid, a ġiolla, go ḃfaġaḋ sé bás a leiṫéid sin do lá, um ṫráṫ na maidne. Roiṁ lá Dia Doṁnaiġ, an naoṁaḋ lá do Ṁiteaṁ, d'eug sé ag bun na h-altóra i mainistir Iona, ins an seiseaḋ bliaḋain agus trí ficid d'á aois. Aḋnaiceaḋ sa ṁainistir é, aċt d'aistriġeaḋ a luaiṫre go h-Éirinn san ḃliaḋain 878. Cuireaḋ fé deire i n-aon uaiġ le Pádraig, agus le Briġid é, i dteampull Dúin Pádraig, mar a ḃfuil luaiṫre na dtrí naoṁ sain fós, ag feiteaṁ leis an aiséirġe.

D'ar ṁair riaṁ, siad Pádraig, Briġid agus Columcille is mó d'ḟág rian a mbeata ar an gciniḋ Gaoḋalaċ. Ċaiṫ Pádraig agus Briġid a ré le seirḃís Dé i n-Éirinn, aċt ḃí beata Ċoluimcille os coṁair na n-Gaoḋal amuiġ agus i mbaile. Léiġtear gur laḃair a Aingeal Ċuideaċta leis 'na óige, agus gur iarr Columcille ar an aingeal Ḟiogar na Croise do ċur ar a ċroiḋe, agus ar a ċorp go h-iomlán.

Pé acu fíor nó náċ fíor an sgeul sain, is d'á réir a ḃí a ḃeaṫa ó ṫúis go deire. Ḃí subáilceas i ngaċ focal agus i ngaċ gníoṁ leis. Ní ḃíoḋ do leabaiḋ aige aċt an t-urlár fuar, agus cloċ fé na ċeann, agus ní iteaḋ sé aċt an méid do ċoimeádfaḋ an t-anam ann. Deirtear ná béaḋ dóṫain cinn d'aon duine aṁáin ins an méid biḋ a ċaiteaḋ sé i rit na seaċtṁaine. Aċt 'na ḋiaiḋ sin, ní ċailleaḋ sé nóimeit d'á ċuid aimsire, gan ḃeit ag teagasg, nó ag léiġeaḋ, nó ag sgríoḃaḋ, nó ag obair imeasg na saor, agus ḃíoḋ gile an Spioraid Naoiṁ 'na ċroiḋe agus 'na ċeannaiġṫiḃ i gcoṁnuiḋe. Ḃí sé carṫanaċ do'n ḃoċt agus do'n ḋícéillid, agus ċuireaḋ sé sásaṁ aigne ar gaċ aon duine laḃraḋ leis. Ḃí sé ceann-aṁail ar a ṁanaċaiḃ agus ar a ṁuintir, agus ḃí grád daingean d'á ṫír ḋúṫċais riaṁ aige. Ḃí sé cruṫaṁail i bpearsain, 'na sgoláire léiġeannta, 'na ḟile aoiḃinn, agus 'na oráideaċ agus 'na ṡeanmóiniḋe ró-ḃreáġ. Is aige ḃí an ġuṫ ba ḃinne agus ba ṫréine—guṫ do ċuireaḋ sioṫċán agus dóċas i gcroiḋe an ṗeacaiġ, agus do ċuireaḋ criṫ-eagla ar naṁaid na h-Eaglaise agus ar ḟear sgriosta na mboċt.

Agus tug sé cúntas maiṫ ins na taḃartasaiḃ luaċ-ṁara do ḃronn Dia air. Ṁiniġ sé le Creideaṁ sluaiġte fiaḋaine na h-Alban, agus ṁóraiḋ sé ainm an Tiġearna 'na measg. Tá onóir na h-Eaglaise d'á taḃairt dó féin agus do ċéad agus sé duine déag dos na deiscioblaiḃ do ṫeagaisg sé. Fairis sin, d'ḟág sé sompla agus riaġail 'na ḋiaiḋ do stiúraiḋ mórán ċum Dé.

Rinne Columcille mórán míorḃal fé ċuṁaċt Dé, agus is iomḋa niḋ ḃí le teaċt do ḃreaṫnuiġ sé roiṁ ré, aċt ní ḃfuil 'ins an tairngreaċt atá ar siuḃal fé n' ainm anois aċt tairngreaċt bréige, do cumaḋ seaċt gcéad bliaḋan d' éis a ḃáis.

Ḃí dúil mór i leiġeann ag naoṁ Columcille, agus ċaiṫeaḋ sé roinn do ġaċ lá ag sgríoḃaḋ. Is ag cumaḋ dán ċum onóra Dé, agus ċum maiṫeasa na h-Eaglaise agus ag aṫ-sgríoḃaḋ na leaḃar ndiaḋa is mó ḃíoḋ sé. Sgríoḃ sé leaḃar ar ḃeaṫaiḋ Naoiṁ Pádraig d'á ngoirtear "Míorḃailí Ṗádraig." 'Sé d' aṫ-sgríoḃ an "Caṫaċ," agus deir daoine gurab é d'aṫ-sgrioḃ Leaḃar Dair Ṁáiġ atá fós i mḂaile Áṫ' Cliaṫ. Aċt ó ḃí an croiḋe go fíor-Ġaoḋalaċ aige, agus an ḟiliḋeaċt do réir nádúire ann, is iomḋa dán do ċúm sé ar neiṫiḃ ná baineann leis an gCreideaṁ. Tá deiċ ndán agus fiċe againn fós adeirtear a ċúm sé. Tar éis trí ċéad déag bliaḋan is deacair a ráḋ le deiṁin gurab é do sgríoḃ iad so go léir, aċt tá sé dearḃṫa gur leis cuid acu. Duḃairt sé an dán áluinn sin dárab tosaċ "M' oenurán dam is an sliaḃ" le muiniġin as an dTríonóid nuair ḃí sé ar teiṫeaḋ ó Rí Diarmuid. Ċúm sé "Briġid bé Ḃliṫmaiṫ," dán-ṁolta ar naoṁ Briġid agus é ar an ḃfairrge, sé n-a sliġe ḋó go h-Albain. Nuair ṫáinig teaċtairí an Ṗápa ċuige i nÍona lé crois duḃairt sé an tAltus, dán ag molaḋ na Tríonóide. 'Na ḃfoċair seo sgríoḃ sé dán fada stáraṁail ar Eoċaiḋ mac Earca agus ar Ċaṫ Ṁáiġ Tuireaḋ, agus ní ḃfuil amras ná gurab é do sgríoḃ trí nó ceaṫair do laoiṫiḃ binne, le dian-ġráḋ d' Éirinn, atá againn fós. Moltar leo so go léir go ḃfuil siad ar na dántaiḃ is breáġḋa agus is bríoġṁaire sa Ġaeḋilg, aċt ó is Gaeḋilg ársa 'tá ionnta ní ċuirfeam síos annso iad.

DEISCIOBAL.

---

## *Competitions in Original Irish Poetry.*

### COMPETITION XII.

A song in Irish on a subject of Irish interest. Five Competitors. Prize, a Gold Medal, known as "The Edward Bunting Memorial Prize." (Presented anonymously, per Miss Annie W. Patterson, Mus. Doc.) No award.

## COMPETITION XIII.

Four poems in Irish, each not to contain more than six verses. One Competitor. Prize, £5. No award.

---

## COMPETITION XIV.

Descriptive poem in Irish of about 200 lines. Three Competitors. Prize, £5. No award.

---

*Competitions in Translation.*

## COMPETITION XV.

Translation into Irish of Mr. William O'Brien's Lecture on the National Language, delivered in Cork in 1892. Two Competitors. Prize, £5. No award.

---

## COMPETITION XVI.

Translation into Irish by Juniors of the lesson on "The Irish Harp," in the Fifth Book, First Stage, Thom's "Alternative Readers." One Competitor. Prize, £2. No award.

---

*Competitions in Folk-lore.*

## COMPETITION XVII.

The three best unpublished Folk-stories in Irish, taken from the mouths of the people. Seven competitors. Prize £5.

Won by "Daingean uí Ċúise"—Michael Martin, Ballyferriter, Dingle, County Kerry.

On the recommendation of the adjudicator, Dr. Douglas Hyde, a prize of £2 was awarded to James Fenton, Streamstown, Westmeath, and a prize of £1 to Michael A. O'Reilly, St. Mary's, Maynooth College.

---

PRIZE STORY from the collection sent in by "Daingean uí Ċúise."

---

## Fionn Mac Cuṁail agus Diarmaid Ó Duiḃne.

Lá áiriġṫe dá raiḃ Fionn Mac Cúṁail ⁊ Fianna Éireann a fiaḋaċ ⁊ a fiansgoruiḋeaċt dóiḃ féin. Is é margaḋ a ḃí eadtorra .i. an fear do ṁarḃóċaḋ an fiaḋ air dtúis cead a riarṫa do ḃeiṫ aige sin ⁊ a ṫaḃairt go dt' 'n ait

ċéadna do ḟágadar cum a ollúġṁaḋ dóib féin. Níor b'ḟada dóib gur ṁúrgail Conán fiaḋ ⁊ ba seo an Fiann go léir go dian sa triubal 'na ḋiaig, gaċ n-aon aca a luaṫa ar a ċéile nó gur ḃuail Osgar iarraċt d'á ċloiḋeaṁ air ⁊ gur leag. Ḃuailean Osgar an fiaḋ air a ġualain ⁊ leanaiḋ an Fiann go léir é nó go ránagadar an áit ċéadna arís.

Níor b'ḟada dóib a' ḃeirḃiúġaḋ an fiaḋ ⁊ ocras air gaċ duine aca, nuair a ċonnaic Fionn long an cuan isteaċ dá n'ionsuiḋe go lán díreaċ. "Dob' fearr liom," do ráiḋ Fionn, "ná mo ċuid do'n ḃḟiaḋ go mbiḋeaḋ sgéala agam uata." "Do raġadsa do ḟiafraiġe sgéala ċuca duit, a Ḟinn" arsa Diarmaid. "Ní raġair, a Ḋiarmaid, ní ḟeaca riaṁ tu ná gur ṁaiṫ leat fios do ḃeiṫ agad féin roim aonniḋ eile." "Maiseaḋ, a Ḟinn, is fearr liomsa fuireaċ anso aċ aṁáin go gcuirfinn mo ḋúṫraċt i n-iúil duit." "Is maiṫ liom san a Ḋiarmaid," arsa Fionn. Adubairt Fionn ansan leis a' ḃFéinn go raċaḋ sé féin d'ḟiafraiġe sgéala ó'n loing, "agus má ḃíonn an fiaḋ ḃeirḃṫe agaiḃ sul a dtiocfaḋ aníos, fágḃaid ceaṫramaḋ reóṁam dí, ⁊ muna dtiocfaḋ," ar sé, "bioḋ Oisín na ċeann féinne agaiḃ."

"Ná raḃadsa beó, a Ḟinn," do ráiḋ Conán, "má ḃiḋeann aon diaḃal piuc do'n ḃḟiaḋ reóṁatsa, ⁊ ní lúġa ḃéiḋ 'ná Oisín 'na ċeann orrainne, aċ imṫiġ-se ort, ⁊ ní mór an t-uaigneas do ḃéiḋ orrainne ad' ḋiaiḋ." "Dul go h-olc ort a Ċonáin Ṁaoil Ṁic Ṁóirne," do ráiḋ Diarmaid, "náċ é Fionn máiġistir na ḃFiann ⁊ ba ḋóiġ liom go ḃfuil cead laḃarta aige ní 's mó 'na 'tá agadsa ná agamsa, ⁊ ní ḟeaca riaṁ tu aċ go gleóḋaċ ocraċ ⁊ gan poinn eile maiṫ ionnad."

Gaḃas Fionn cead lé 'sna Fianna an san ⁊ teiḋeann do roċtain na loinge, ⁊ ní raiḃ ansa loing aċt aon ḃean aṁáin. D'ḟiafraiġ sé dí a h-ainim, ⁊ cad fáṫ a ṫeaċt do'n ċríoċ so. Adubairt sí gur ḃ'í fein Nís ní Aileáin, ⁊ gur ḃ'í ingean

rí Aṫadánuis, do ṫáinig ó'n doṁan ṫoir d'feicsint na h-Éirean ⁊ na bFiann, "aċ b'ḟéidir, a Ḟinn" ar sí, "go n'imirfeá breiṫ, sul a raġfá a dtír." "D'imireóċainn," arsa Fionn, "dá mbéaḋ mo ḃórd ⁊ m'áplaise féin agam.

"Do ġeoḃair bórd ⁊ áplaise uaimse, a Ḟinn" ar sí. "Déanaḋ san mar sin," ar Fionn.

Do ċuadar ag imirt ⁊ níor ḃ'ḟada ḋóiḃ gur ḃuaiḋ Fionn breiṫ.

"Taḃair do ḃreiṫ, a Ḟinn," ar sí.

"Ní beag duit a luaṫa," arsa Fionn. "Cuirimse mar ḃreiṫ ⁊ mar ġeasa droma draoiḋeaċta ort capall bán ⁊ diallaid óir do ḃéiṫ faoi gaċ fear ansa bFéinn."

"Bog do ḃreiṫ, a Ḟinn," ar sí.

"Dona 's duais má ḃogaim," arsa Fionn.

"Feuċ siar, a Ḟinn," ar sí.

D'feuċ Fionn siar ⁊ do ċonnairc sé eaċ bán ⁊ srian ⁊ diallaid óir faoi ṫóin gaċ fear ansa bFéinn.

"An imirfeá breiṫ eile, a Ḟinn?" ar sí.

"Déanaḋ," arsa Fionn.

D'imiriḋear arís ⁊ níor ḃ'ḟada ḋóiḃ gur ḃuaiḋ sí ar Ḟionn.

"Taḃair do ḃreiṫ," arsa Fionn.

"Cuirimse mar ḃreiṫ ⁊ mar ġeasa droma draoiḋeaċta ort, a Ḟinn, tu ḃeiṫ mar fear pórsa agamsa nó go gcuir-fear trí sluaiste criaḋ lé d'ċúl.

"Bog do ḃreiṫ, a ḃean ṁaiṫ," arsa Fionn.

"Dona 's duais orm," ar sí, "má ḃogaḋ, mar ná bogfá dom ó ċianaiḃ." D'feuċ Fionn ṫarais siar, ⁊ ní ḟeacaiḋ sé capall ná eile ag'n bFéinn.

"Cá ḃfuil na capaill do ċuiris fá'n ḃFeinn ó ċianaiḃ?" ar sé.

"Má ċuiris do ḃreiṫ ormsa iad do ċur ċúca, níor ċuiris do ḃreiṫ orm iad do ḟágáil ċúca."

Níor laḃair sí focal eile, aċ d'árdaiġ sí a seólta boga bogóideaċ anáirde go barra na gcrann, ⁊ Fionn ar bórd aici, ⁊ ṫug sí tosaċ na loinge do ṁuir ⁊ a deireaḋ do ṫír, ⁊ d'imiġ leiṫe dá duṫaiġ féin. Do riaraḋ Oisín na Fianna an san, ⁊ do ċuir sé gaċ n-aon aca na ṗorda féin, a' faire ⁊ a' fiorċoimeád na háite, ⁊ adubairt sé leó naċ fuláir go gcloisfidís sgéala éigin ó Ḟionn sul a' fada.

Aċ ċeana do ḃí Fionn ⁊ an ḃean aig imṫeaċt sa loing air feaḋ áiriġṫe aimsire, nó gur ḃuail sí an long isteaċ a gcuan breaġ aluinn ⁊ téid a dtír iad araon.

"A Ḟinn," ar sí, "siúd í ṡuas cúirt m' aṫar, ⁊ gaibse an bóṫar san," ag taisbeáint an bóṫair do Ḟionn, "⁊ geoḃadsa an cómġar go mbéinn ag 'n dtig reoṁatsa, ⁊ go dtaḃar-fainn sgéala do m' aṫair go ḃfuilean tusa a teaċt ⁊ go gcuirfiḋ sé 'n gárda dod' ċoinne."

"Déanad san," arsa Fionn.

D'imṫiġeadar orra gaċ duine aca 'na ḃóṫar féin, ⁊ níor ḃ'fada do ḃí Fionn ag imṫeaċt 'na ḃóṫar féin, 'nuair do ċonnairc sé an gárda a' teaċt 'na ċoinne. 'Nuair do ṫáinig sé ⁊ an gárda do láṫair a ċéile, do ṫógadar Fionn ar a n-guaille nó gur ṫánadar go dtí 'n gcaisleán. Tagan an rí amaċ, ⁊ 'nuair do ċonnairc sé Fionn do ḃí áṫas ana ṁór air mar dob'ḟada leis go ḃfuair sé gréim air. Ṫug an rí órdúġaḋ do'n arm Fionn do ċur faoi ġlasa ⁊ é ċeangal go cruaiḋ ⁊ go doċt ⁊ duine d'á aoḃaireaċt, "mar," ar sé, "is fearra dúinn piniús fada do ċur air, 'ná a ċur ċum báis láiṫreaċ." Ní fada do ċaiṫ Fionn an sa ndaor ċuiḃreaċ san, 'nuair a ḃí na córduiḋe a'gabáil ṫríd go dtí

'n gcnáṁ, ⁊ adubairt sé lé na aoḋaire, a ráḋ leis an rí fuascailt éigin do ṫabairt air. Do ċuaiḋ an t-aoḋaire go dtí'n rí ⁊ d'innis sé dó cad 'dúḃairt Fionn. "Tá baoll mór air," arsa 'n rí, "fanaiḋ sé mar sin go dtí 'máireaċ, ⁊ tabaram amaċ é go bfeicfeaḋ sé an caisleán ⁊ na h-oibreaċa 'na ṫímċeall sul a gcuirfiam ċúm báis é." Do tugaḋ Fionn amaċ air maidin a máireaċ, ⁊ do taisbeánaḋ an caisleán ⁊ tímċeall an ċaisleáin do. 'Nuair do bíodar feicsiġṫe aige, d'ḟiar sé orra ceól éigin do ṡeinim dó. Do tugaḋ ċuige ceoltóir ⁊ do ṡeinn sé sin mórán ceóil, aċ níor ḃ'aon tairḃe d'Ḟionn san. Adubairt Fionn go raiḃ ceól aige féin, dá mḃ' é toil leigean dó a ṡeinim. Adubairt an rí ná 'r ḃ'aon díoġḃáil piuc é ṡeinim.

An san do ṡeinn Fionn an barra buaiḋ, ⁊ níor ṡeinn sé riaṁ níos cráiḋte é, gur ċualaḋ Diarmaid é, do ḃí ar barra beann cnoic a n-Éirinn. Do léim sé 'na ṡuiġe. "Dar liom," ar sé leis féin, "sé seo barra buaiḋ Ḟinn, ⁊ dona is duais orm má ċuala riaṁ Fionn dá ṡeinim níos cráidte, ⁊ is mór an t-iongna liom, nó tá sé a gcruaḋ ċás éigin."

D'imṫiġ Diarmaid an san, ⁊ bé áit go bfuair sé long, do ċuir sé ċum farraige, ⁊ ní h-áirístear a imṫeaċta, nó gur buail sé isteaċ ansa ċuan ċéadna, dá'r buail Fionn ⁊ ingean an rí roiṁe sin. Do ċuir Diarmaid ceangal lae ⁊ lán ḃliaḋna ar a loing a gcás naċ mbeiḋeaḋ sé uaite aċ dá uair an ċloig.

Ní stad ná staonaḋ do rinn' Diarmaid ansan, aċt imṫeaċt ċum bóṫair go tiuġ teiṫ. Ní fada ḃí sé ag siubal, 'nuair a ċonnairc sé cruinniúġaḋ mór daoine. Do ġéaraiġ sé ar siubal, ⁊ do ṫáinig sé suas lé sean duine do ḃí ar deire. "Mara misde dam iarraiḋ ḋuit, a ḟir ṁaiṫ," arsa Diarmaid, "cad fat an oireaċtais seo andiu?" "Aiṫním gur coigríoċ 'sa tír seo tu," ar san sean duine," mar naċ bfuil fios agad féin." "'Seaḋ go deiṁin" arsa Diarmaid.

"Inneósad sin duit. Gairm sgoile do ċuir an rí amaċ go raiḃ Fionn MacCúṁail ó Éirinn, ar láiṁ aige féin lé fada, ⁊ do ṫug sé órdúġaḋ do'sna daoine do ḃí faoi na smaċt, teaċt a' féaċaint andiú air, mar go raiḃ an ceann le baint dó ar a dó ḋéag a ċlog."

"Agus an fada ó 'na dó ḋéag anois é?" arsa Diarmaid.

"Tá sé d'éis a h-aon déag anois," ar san sean duine.

Níor laḃair Diarmaid focal eile, aċ siuḃal leis go luaṫ éasga, ⁊ níor stad ná níor staon, nó go dtáinig sé do áṫair, ⁊ ní a' feuċaint roim ná siar a ḃí sé, aċ aon doiṫ buille aṁáin gaisgiḋiaig, do ḃualaḋ ar an gcuaille cóṁraic.

Do ċuir an rí a ċeann amaċ, ⁊ d'ḟiafraig caidé 'n fear buile nó diṫ céillíḋe do ḃuail an buille sin, ar an gcuaille cóṁraic.

"Ní fear buile, ná diṫ céille, 'tá anso, aċt fear baoṫ lé lagaiḃ, ⁊ teann lé teannaiḃ." "Agus caidé 'tá uait?" ar san rí. "Tá cóṁrac, nó raḃarc ar mo ṁáiġistir Fionn mac Cuṁail ó Éirinn," "Agus cad is ainim duit?" ar san rí.

"Diarmaid Breac Luirgneaċ na mBan, ó Eirinn."

"Do ġeoḃair cóṁrac. An mór atá uait?" ar san rí.

"Maiseaḋ," arsa Diarmaid leis féin, "is fearra dam gnó gearra ná gnó fada. Cuir ċúġam seaċt gcéad ar mo ṫaoḃ ċlé, ⁊ seaċt gcéad ar mo ṫaoḃ ḋeas, ⁊ an oiread san go léir reóṁam amaċ."

Do ċuir an rí ċuige an méid sin, ḋá ṁíle ⁊ oċt gcéad. Déanan Diarmaid fúta, ⁊ gaḃan tríota saball ⁊ anall, aṁail seaḃac tré sgata mion éan, nó madaḋ allta tré treaḃa caoraċ, nó gur sgoṫ sé an ceann dóiḃ go léir. Do ḃuail sé buille eile ar an gcuaille cóṁraic, ⁊ d'ḟiafraig

an rí dó cad a ḃí uaiḋ anois. Aduḃairt Diarmaid go raiḃ cóṁrac nó raḃarc ar a ṁáiġistir Fionn Mac Cúṁail ó Éirinn. "Ba ḋóiġ liom," arsa an rí "go ḃfuil rud maiṫ déanta agad anois, ⁊ go dtaḃarfá an oiḋċe ċúm suaiṁnis duit féin."

"Agus cá ḃfaiġiḋ mé órduiġeaċt?" ar sa Diarmaid.

"Do ġeóḃair tig beag an san ṡiar, ar ċúlaiḃ an ġáirdín, ⁊ fan ann go maidin, ⁊ tá tig leanna ar a' dtaoḃ ṡiar do, ⁊ do ġeóḃair deoċ uaiḋ ⁊ tá bácair ar a' dtaoḃ ṡiar dó san, ⁊ do ġeóḃair arán uaiḋ, ⁊ tá búistéir ar a' dtaoḃ ṡiar dó san, ⁊ do ġeoḃair feóil uaiḋ." D'imṫiġ Diarmaid siar go dtí 'n mboṫán, ⁊ is aṁlaiḋ do ḃí sé sin lán d'aṁuis. Nuair do ċuaiḋ sé isteaċ, do ṫosuiġ na h-aṁuis ar a beiṫ aig iaḋaṁ na bpoll ar Ḋiarmaid. "Maiseaḋ" arsa Diarmaid, "is mór an poll ná'r ṁór daṁsa, ċum gaḃáil amaċ, ⁊ is beag an poll go ngeoḃaḋ sibse amaċ," ⁊ do ċaḃair Diarmaid leó a' dúnaḋ na bpoll. 'Nuair a ḃí deireaḋ na bpoll dúnta, do léim duine do 'sna h-aṁuis ṡiar anáirde ar ḋrom Ḋiarmaid. Cuireann Diarmaid a láṁ ṫarrais siar, ⁊ tarraingean aniar e, ⁊ bíḋeann dá smiota ar a gcuid eile díob, nó go raḃadar go léir marḃ aige, aċt aon aṁus aṁáin. "Caiṫim mo ċeann ort, a Ḋiarmaid," ar sé. "Ní mór an ṁaiṫ domsa do ċeann," ar Diarmaid. "Glan amaċ an tig," arsa Diarmaid. Do ġlan sé an tig, ⁊ is air ná'r ḃ'fada an ṁaoill.

"Támaoid go maiṫ anois," arsa Diarmaid, "aċ gan aon rud lé n' iṫe againn."

"Tá bácair ansan ṡiar," arsan t-aṁus, "⁊ ġeoḃaḋ tu arán uaiḋ, aċ taḃair aire ṁaiṫ duit féin air, mar tá órdúġaḋ tugṫa ag 'n rí dóiḃ go léir tusa a ṁarḃúġaḋ, má feudaid siad."

Do imṫiġ Diarmaid air siar, go doras an ḃácaire, ⁊

d'ḟiar sé smot aráin ⁊ ar ḟocal go ndíolfaiḋ sé é sul a ḃfágaḋ sé an t-oileán. "Druid liom anall," ar san bácair. Do ḋruid Diarmaid léis anún, ⁊ do ġreamuiġdar a ċéile, aċ níor ḃ'fada, go ḃfuair Diarmaid an láṁ a n-uaċtar air, ⁊ gur ṡáiṫ sé isteaċ an gráta é, ⁊ do ḃeirḃ.

Críċ na mbeart, do ḃeirḃ sé an bácair, ⁊ do ḃáiṫ sé fear an leanna, ⁊ ní ḟeadarsa caidé 'n oiḋe do ṫug sé ar a' mbúistéir, aċ aṁáin, go ḃfuair sé an láṁ a n-uaċtar orra go léir, ⁊ do ṫug sé a ḋóiṫin feóla, aráin, ⁊ leanna leis, ⁊ is ar an aṁus ná 'r ḃfada an ṁaoill a n-ullaṁuġaḋ dóiḃ féin. Ar maidin a máireaċ d'éirig Diarmaid, do niḋ sé a láṁa ⁊ aġaiḋ, ⁊ d'ḟiar sé cabair ⁊ trócaire ar Ḋia nó murar iar, do leig do. D'imṫig sé air ⁊ níor stad nó gur ḃuail sé buille ar a' gcuaille cóṁraic.

"Caidé 'tá uait andiú, a Ḋiarmaid?" arsan rí.

"Cóṁrac, nó radarc ar mo ṁáiġistir, Fionn mac Cúṁail, ó Éirinn."

"An mór atá uait andiú, a Ḋiarmaid?" arsan rí.

"Cuir ċúġam oiread go leiṫ ⁊ ċuirir andé," arsa Diarmaid.

Do ċuir an rí oiread go leiṫ ⁊ ḃí andé, roime sin, amaċ do dtí Diarmaid, aċ dob' é an dá ṁar a ċéile do'n rí é, mar níor ḃ'ḟada do'n lá go rabadar go léir treasgurta aige Diarmaid.

Teiḋeann Diarmaid go dtí 'n aṁus, ⁊ fanan ann go maidin.

D'éirig sé air maidin, ⁊ do ċuaiḋ go dtí 'n gcuaille cóṁraic, ⁊ buailean buille air.

"Cad tá uait, a Ḋiarmaid?" arsan rí.

"Tá cóṁrac nó radarc ar mo ṁáiġistir, Fionn mac Cúṁaill ó Éirinn."

"Ní'l a tuille fear agam," arsan sí, "⁊ do ġeóbair Ḟionn uaimse, aċ sul a bfaiġir é cuirim mar ḃreiṫ ⁊ mar ġeasa droma draoiḋeaċta ort, cúntas do ṫabairt ċúġam cad a ḃain a ṡúil a ġruaim ⁊ a ġáire de'n rodaire dúḃaċ gan gáire."

"Agus cá bfaiġiadsa an duine sin?" arsa Diarmaid.

"Lean do ṡrón, ⁊ tugaḋ sí eolas duit," ar san sí.

"Cuirimse na geasa céadna orsa," ar Diarmaid," gan a ḃeiṫ ċóṁ dian ar Ḟionn ⁊ ḃís, nó má ḃiḋeann tu, 'nuair a ṫiocfadsa tar n-ais, bainfead an ceann díot." D'imṫiġ Diarmaid go dtí an amus, ⁊ d'ḟiafraiġ do, an raiḃ aon ċúntas aige, cá raiḃ an rodaire dúḃaċ gan ġáire, nó a bfeadair sé, cad a ḃain a ṡúil a ġruaim, ⁊ a ġáire dé. Aduḃairt an t-aṁus naċ raiḃ aon ḟios aige féin, cad a ḃain a ṡúil, a ġruaim, ná a ġáire de, ⁊ naċ raiḃ sé ar a ċumas féin, aon ṁaiṫ piuc do ḋéanaṁ dó, "níos mó" ar sé, "ná go stiuróċad ċum a ṫíġe tú."

"Agus naċ maiṫ an rud é sin féin!" ar Diarmaid.

D'imiġeadar orra, Diarmaid ⁊ an t-aṁus, ⁊ níor ḃ'ḟada ḃí siad a siuḃal, an uair a traoċaḋ an t-aṁus. Ba ṁaiṫ an ṁaise sin dó, do ḃuail Diarmaid siar ar a ḋrom féin é, an t-aṁus a'taḃairt eóluis a gcóṁnuiḋe do Ḋiarmaid, nó go bfeacadar cúirt uata ar árdán. "Siúd í ṡuas cúirt an rodaire," ar san t-aṁus. Do ċuadar suas go dtí 'n gcúirt ⁊ is aṁla do ḃí sí sin, ag iompóġaḋ ar dtuaṫal. Do ḃuail Diarmaid a ḋrom leis a' gcúirt, ⁊ do stad sí suas. Do ċuaḋ sé isteaċ, ⁊ ní raiḃ aon neaċ istiġ roiṁe, aċ seanóir críona, liaṫ, suiḋte anuas ar ċaṫaoir, ⁊ a uilin anuas ar ḃórd cloiċe aige, ⁊ a ḃas faoi n-a leaṫ ċeann aige, ⁊ é ar leaṫ ṡúil, ⁊ na deóra ag sileaḋ as a' ṡúil eile, ⁊ an bórd pollta 'ca.

"Cad a ḃain do ṡúil, do ġruaim, ⁊ do ġáire díot, a ḟir

ṁait ?" arsa Diarmaid. Níor leig an rodaire air gur ċualaḋ sé Diarmaid, ⁊ d'ḟiafraiḋ Diarmaid arís de, cad a ḃain a ṡúil a ġruaim ⁊ a ġáire de. Níor labair sé giog, aċ é ag sileaḋ na ndeór. Ansan do ṫóg Diarmaid lé leadar baise é, gur ṫóg os cionn talṁan é.

"A!" arsan rodaire, "is cruaiḋ an buille é sin a fuaireas."

"Ní ḃfaiġfeá," arsa Diarmaid," dá mbuḋ áil leat mé freagairt ar dtúis."

"Cad a ḟiafraiġis díom?" arsan rodaire.

"Ba ḋóiġ liom," arsa Diarmaid, "gur ḟiafraiġeas díot cad a ḃain a ṡúil a ġruaim ⁊ a ġáire de'n rodaire dúḃaċ gan ġáire."

"Ó, mise an rodaire dúḃaċ gan ġáire, ⁊ inneósad duit cad a ḃain mo ṡúil mo ġruaim, ⁊ mo ġáire díom.

Maidin lae Ḃealtaine, tá seaċt mbliaḋna ó ṡoin, do ḃiḋeas féin ⁊ dá 'reúg mac dom anso, ⁊ do ṫáinig fiaḋ go dtí 'n doras ċúġainn, ⁊ aduḃairt," Mise an fiaḋ, ⁊ feuċ cé leanfaiḋ mé." D'imṫiġeas féin ⁊ mo ḋá 'reúg mac 'na ḋiaiġ, ⁊ níor stadamair féin ná'n fiaḋ riaṁ ná ċoiḋċe, nó gur leanamair isteaċ a lios e, ⁊ 'nuair a ċuaḋamair isteaċ, ní raiḃ fiaḋ ná aon rud eile istig reóṁainn, aċ aon tseana bean aṁáin, do ḃí cois na teineaḋ. Do ḟiafraiġeas féin di ar ṫánaig aon ḟiaḋ an so 'steaċ. Adúḃairt sí liom naċ feacaiḋ, aċ suiḋigí síos, ar sí, ⁊ fanaiḋí go fóil. Do ṡuiḋeamair síos, ⁊ níor ḃ'ḟada dúinn mar sin, 'nuair a ḃuail gruagaċ, ⁊ a ḋá 'reug mac isteaċ, ⁊ muc ar ġualainn gaċ duine aco, aċ an gruagaċ críona aṁáin, naċ raiḃ aon ṁuc ar a ġualainn aige.

Do leagadar na muca a lár an úrláir, ⁊ aduḃradar le'm ṁac críona féin iad san do ġlanaḋ ⁊ do sgríosaḋ. D'éirig mo ṁacsa, do ċuir sé a láṁ 'na ṗóca ⁊ do ṫarraing

sé ċuige altan sgeine dó ḃí ann. Do ṫosuiġ sé ar a ḃeiṫ a' glanaḋ ⁊ a' sgriosaḋ na muc, aċt mar ḃaineaḋ sé guaire anuas, do ṫigeaḋ dá ġuaire suas. Dob' éigean dó an obair do ṫabairt suas. An san d'éiriġ mac leis an ngruagaċ, ⁊ do ṡocraiḋ sé na muca cuiġe ar a' mbórd, pus muice a dtóin muice ⁊ tón muice a bpus muice. Do imṫiġ sé síos go dtí 'n dorus ansan, ⁊ do ḟuair sé feadtan, ós cionn a duirir, ⁊ do ḃuail sé an feadtan san a dtóin muice, ⁊ do ṫug sé aon tréideóg aṁáin dá béal dó, gur glan, ⁊ gur sgrios, idir ġuaire ⁊ ionnar tré na mbéal amaċ. Do ġearr sé suas ansan na muca, ⁊ do ḃuail sé a' beirḃiúġaḋ iad. Tamal dóiḃ ar a' dteine, adubairt an gruagac lé m' ṁac críona, "Ḟeuċ na muca san," ar sé, "⁊ bíoḋ a ḟios agad an bfuil siad beirḃte, ⁊ má 's teiṫ leaṫ an t-uisge le'd láṁa do ċur ann, bíoḋ do roġa agad do'n dá ḃior san"—a' caiṫeaṁ bior géar iarrain, ⁊ bior maol maide, ar an úrlár ċuige. Do ṫóg mo ṁac-sa an bior géar iarrain, ⁊ do ṡáiṫ sé a bpíosa de'n ṁuic é, aċ ní raiḃ ann dó aċt obair diaṁaoin. Fá mar ṫógaḋ sé píosa de'n ṁuic go béal an ċorcáin dó ḃriseaḋ an greim ⁊ síos leis arís. Do stad sé suas ⁊ adúḃairt sé naċ feudfaiḋ sé a ḋéanaṁ. Ansan d'éiriġ mac an gruagaig ⁊ do ḃeir sé ar a' mbior maol maide ⁊ do ṡáiṫ sé a bpíosa de'n ṁuic é ⁊ do ṫóg sé aníos é ⁊ 'duḃairt sé go raḃadar beirḃte. Do ṫógadar aníos iad ⁊ buailid ar bórd ċúċa féin iad, ⁊ d'iṫeadar a ndóiṫin díoḃ, ⁊ 'nuair a ḃí a ndóiṫin iṫe aca díoḃ, adúḃradar liomsa ⁊ lé'm ċloinn teaċt go dtí 'n bórd ⁊ iṫe, gur 'mó fir ċóṁ maiṫ linne d'iṫ a bfuilleaḋ féin. Do ċuaḋmair go dtí 'n bórd ⁊ d'iṫeaṁair. 'Nuair a stadamair, adúḃairt an gruagaċ, gur ḃéas acá féin cleas do ḋéanaṁ d'éis bíḋe a gcóṁnuiḋe. Aduḃart-sa naċ raiḃ aon ċleas aguinn féin. Aduḃairt sé-sin go raiḃ téad ansan ṡiar, ⁊ go gcuirfeaḋ sé a ḋá 'réuġ mac d'á tarrang lé'm dá 'reug mac-sa. Do ċuadar a' tarrang na téide ó

ċéile, ⁊ annsa tarrang dóiḃ, do léig clann an ġruagaig lúb éigin a' ruiṫ ar a' dtéid, ⁊ do sgrios sé an ceann dom' ḋá 'réug mac-sa. An uair a ċonnarc féin mo ḋá 'reug mac marḃ, do leigeas gárrṫa goil. Do ḃruid mac an ġruagáig liom anuas ⁊ do ḃuail sé le clabta baire mé, gur ṫóg sé os cionn talṁan mé ⁊ gur ḃuail pliasg díom ar ṫaoḃ an ḟalla. Do ṫuiteas ar a' dtalaṁ annsan ⁊ gan únsa meaḃraċ am' ċeann. Do ḃíos tamal maiṫ ar a' dtalaṁ ⁊ anuair a ḃí mo ṁeaḃair a' teaċt ċúġam, do ḃíos a broic le éiriġeaḋ, aċt do ṡáiṫ an gruagaċ críonna an bior géar iarrain am' ṡúil gur ḃain asam í. Do ċaiṫeadar amaċ an doras mé annsan, ⁊ do ṫána aḃaile go dóiġte cráidte ⁊ atáim mar seo ó ṡoin. Agus ní ḣé sin a ṁarḃan mé, aċ ní'l aon ṁaidean lae Ḃealtaine ó ṡoin naċ tagan an fiaḋ an doras ċúġam, ⁊ adeir, "Mise an fiaḋ ⁊ feuċ cé leanfaiḋ mé." Ag sin agat anois fios cad a ḃain a ṡúil a ġruaim ⁊ a ġáire do'n rodaire dubaċ gan ġáire."

"Agus," arsa Diarmaid, "an fada go ngeóḃaḋ an fiaḋ an tsliġe arís?"

"Ar maidin a máireaċ," arsan rodaire.

"An raċfá a máireaċ a n-aonḟeaċt liomsa?" arsa Diarmaid.

"Do ċonnarc mo ḋóiṫin ċeana," arsan rodaire, "⁊ is dóiġ liom go ḃfanfad uaṫa 'nois."

"Ná déin," arsa Diarmaid. "Ní mór an ṁaiṫ duit a ḃeiṫ ad ḃeaṫaiḋ ar a' sliġe sin, agus tair a n-aonḟeaċt liomsa ⁊ leis an aṁus a máireaċ."

Adubairt an rodaire go raċaḋ, ⁊ do ċaiṫeadar an oiḋċe sin go maidin ⁊ iad a' sgéulaiḋeaċt ⁊ ag eaċdraiġe d'á ċéile.

Ar maidin a máireaċ go moċ do ṫáinig an fiaḋ an doras ċúca ⁊ adúḃairt, "Mise an fiaḋ ⁊ feuċ cé leanfaiḋ mé."

"Maireaḋ," arsa Diarmaid, "leanad-sa tú," a' preabaḋ na ṡuiḋe ⁊ a' léime an doras amaċ ⁊ ar go bráṫ leó, ⁊ an rodaire 's a t-aṁus 'na ndiaiġ. Dá ḟeabus ṡiubal an fiaḋ, do ċoinniṁ Diarmaid a' tsál aige go doras an leasa ⁊ le línn dul isteaċ an doras do'n bfiaḋ do buail Diarmaid le buille d'á ċloiḋeaṁ ansa leaṫ-deire é ⁊ do bain sléis d'á ḟeóil. Do ċuaiḋ Diarmaid isteaċ, ⁊ ní ḟeacaḋ sé fiaḋ ná aon rud eile istiġ roiṁe aċt aon tseana bean aṁáin, do bí 'ġá téiteaṁ féin leis an dteine. Do ṡuiḋ Diarmaid síos, ⁊ níor léig sé faic air, ⁊ níor b'ḟada go dtáinig an rodaire ⁊ an t-aṁus isteaċ. An uair do ċonnairc an tseana bean an rodaire istiġ, do léig sí sgarta gáire, mar d'aiṫin sí go maiṫ é. D'ḟanadar ansan, ⁊ níor b'ḟada dóiḃ go dtáinig an gruagaċ ⁊ a dá 'reug mac isteaċ, ⁊ muc ar ġualain gaċ duine díob. "Buḋ dóiġ liom, a rodaire," arsan gruagaċ, "go bfuairíse do dóiṫin an so ċeana, ⁊ do ċeapas naċ tiocfá arís."

"Dá bfaiġeaḋ," arsa Diarmaid," ní ṫiocfaḋ sé andiu."

Do leagadar na muca ar an úrlár, ⁊ adúbairt an gruagac críona leis an rodaire, na muca san do sgriosaḋ. Do ṗreab Diarmaid 'na ṡeasaṁ, ⁊ adúbairt leis an ngruagaċ, "Buḋ ċirte duit a ráḋ lé n-a buaċail iad a sgriosaḋ. Sgriosadsa iad," ar sé, "⁊ is mé 'tá deas air a dteanta an eólais." Do ṡocraiġ Diarmaid na muca ar bórd ċuige féin, aṁail ṡocraiġ mac an ġruagaiġ an turas roiṁe sin, mar do bí an ċeaċt aige ó'n rodaire, ⁊ do ċuaiḋ sé síos go dtí 'n doras, ⁊ fuair sé an feadtán ann. Do ṫug leis aníos é, gur ṡáiṫ a dtóin muice é, ⁊ lé h-aon tréideóg aṁáin do ġlan ⁊ do sgrios, 'dir ġuaire ⁊ ionnar tré n-a mbéal amaċ. Do ġeárr Diarmaid iad ⁊ do buail a' beirbiuġaḋ iad. Fá ċeann tamail adubairt an gruagaċ le Diarmaid feuċaint an rabadar beirbte. "Níor ċaball duit a ráḋ liom, a ġruagaiġ," arsa Diarmaid, "aċt tabair

dam rud éigin do ḟeuċuiġ dam iad.'' Do ṫug an gruagaċ ċuige an dá ḃior, ⁊ adúḃairt leis a roġa díoḃ san do ḃeiṫ aige le iad a ḟeuċaint. Do ṫóg Diarmaid an bior maol maide ⁊ do ṡáiṫ sé a bpíosa de'n muic é ⁊ do ṫóg aníos, ⁊ aduḃairt go raḃadar béirḃte. Do tóg sé aníos iad ⁊ do ḃuail ċuige ar bórd iad, ⁊ aduḃairt sé leis an aṁus ⁊ leis an ródaire teaċt d'á n-iṫe so a n-aonḟeaċt leis féin. Do ṫánadar ⁊ 'nuair a ḃí a ndóiṫin 'ca díoḃ, aduḃairt Diarmaid leis an ngruagaċ ⁊ lé na ċloinn teaċt d'á n-iṫe so, gur 'mó fir ċóṁ maiṫ leó san d'iṫ a bfuilleaċ féin. Do ṫánadar ⁊ an uair a ḃí a sáiṫ ite aca, do ḟiafraiġ Diarmaid díoḃ an raiḃ imirt aca d'á ḋéanaṁ. Aduḃairt an gruagaċ naċ raiḃ do ċlis ná d'imirt aca féin aċt téad do ḃíoḋ aca d'á tarrang ó ċéile, ⁊ ar sé, "Cuirfead mo ṁac críona d'á tarrang leat." "Maiseaḋ," arsa Diarmaid, "do raġadsa d'á tarrang lé 'd ḋá 'réug mac ⁊ ná saṁlaiġ do ṁac críonna fearda arís liom." Tugaḋ ċuca an téad ⁊ do ċuadar 'ġá tarrang lé ċéile. Do ṫug Diarmaid aire ṁaiṫ dó féin caidé 'n ceann do'n dtéid dá'r ċuaiḋ sé. Níor ḃ'ḟada a tarrang dóiḃ anuair do léig Diarmaid an lúb ar siúḃal, ⁊ do sgrios sé an ceann do dá 'réug mac an ġruagaiġ. An uair do ċonnairc an gruagaċ a ḋá 'reug mac marḃ, do ṫosaiġ sé ar a ḃeiṫ ġá sgaoineaḋ, á' lógóireaċt os a gcionn, ⁊ 'duḃairt, "Mo ḋeacair dúḃaċ do'n lá in ar ṫarraingeas orm tú, a ródaire dubaċ gan gáire.'' "Maiseaḋ," arsa Diarmaid, á' druideam anún leis ⁊ 'ġá ṫógaint lé buille d'á ḃais, ⁊ 'gá leagaḋ, "déanad-sa margaḋ maiṫ leat .i. an tsúil eile do ċur ansa ródaire ċóṁ maiṫ ⁊ do ḃí sí riaṁ, nó do ṁarḃúġaḋ féin do ḃeiṫ agam." "Déanadsa san," arsan gruagac. "Tá súil an ródaire istig 'san gcupard san ṫíos, ⁊ do ġeoḃair tioḃán ḃuisge a mbonn an ċupaird, ⁊ niġ an tsúil ann, ⁊ buail isteaċ ansan ródaire í ⁊ béiḋ oiread soluis innte ⁊ do ḃí

riaṁ." Do ċuaiḋ Diarmaid go dtí 'n cupard ⁊ d'osguil é, ⁊ do fuair ann istig an tsúil ⁊ an tiobán uisge. Do niġ sé an tsúil ansa tiobán, ⁊ do ḃuail sé isteaċ ansa rodaire í, ⁊ d'ḟiafraiġ ḋó, an raiḃ solus innte. Adubairt an rodaire go raiḃ a sáiṫ soluis innte. Ansan d'ḟiafraiġ Diarmaid do'n rodaire, caidé 'n oiḋeaḋ buḋ ṁaiṫ leis do ṫaḃairt ar an ngruagaċ. Ní ḟuair an rodaire aga ar Diarmaid a ḟreaguirt, an uair a ḃí sé freagurṫa ag 'n ngruagaċ, ⁊ aduḃairt, "ná tugaiḋ aon oiḋe orm ⁊ déanfad margaḋ maiṫ liḃ. Tá slaitín draoiḋeaċta ansa ċupard," ar sé le Diarmaid, "⁊ buail buille beag ar gac duine do ċlann an rodaire ⁊ éiriġeóċaid 'na mḃeaṫaiḋ arís, ⁊ déin an rud céadna lé m' ċlann féin, ⁊ do ḃeirim mo láṁ ⁊ m'ḟocal duit," ar sé, "ná cuirfead aon ḃuairt piuc ar an rodaire ar feaḋ mo ṡaoġail arís."

"Agus," arsa Diarmaid, "a gcás go gcuirfeá buairt air, cad a ḋeanfá 'nuair a ṫiocfaiḋ mise arís?"

"Ó, geallaim duit náċ ḋéanfad," arsa 'n gruagaċ.

Do ṫóg Diarmaid dá 'reúg cloinne an rodaire ar dtúis, ⁊ ansan do ṫóg sé dá 'reug cloinne an ġruagaig, ⁊ aduḃairt leó féin ⁊ leis an ngruagaċ ar a gcluais ḋis, mar a ḃfanfaidís ó'n rodaire ó so amaċ, ⁊ gan aon asmailt ná crosa do ḋéanaṁ air, nó má ḋéanfaidis, go mbeiḋeaḋ díoġaltas aige féin orra anuair a ṫiocfaiḋ sé ṫar a n-ais. Aduḃradar go léir, an gruagaċ 'sa ċlann, ná'r ġá ḋó a ráḋ leó.

"Aċt ar eagla gur ġá," arsa Diarmaid.

"Do ḃeirimse mo ḃriaṫar," arsan gruagaċ, "go ḃfanadsa ó'n rodaire ar feaḋ mo ṡaoġail féin aċt do airiṫe."

D'imṫig Diarmaid an t-aṁus an rodaire, ⁊ a dá 'réug cloinne abaile an san, ⁊ do ċaiṫ Diarmaid seaċtṁain a ḃfarraḋ an rodaire ⁊ a ċloinne, go nduḃairt sé gur ṁitid

dó féin dul a' feicsint a ṁáiġistir do ḃí a nglasaḋ aige rí Aṫadánais. "Agus cia hé do ṁáiġistir?" ars an rodaire.

"Fionn mac Cuṁail ó Eirinn mo ṁáiġistir-se," arsa Diarmaid, "atá faoi ġlasa ag an rí, ⁊ do ṫángasa 'gá iarraiḋ ⁊ ní ḃfaġainn é nó go dtaḃarfainn cúntas ċuige cad a ḃain a ḟúil a ġruaim ⁊ a ġáire do'n rodaire dubaċ gan ġáire." "Tá a ḟios san agat anois," ars an roḋaire, "⁊ an uair a raġair abaile go dtí an áit go ḃfuil an rí ⁊ Fionn, fiafróċaiḋ an rí díot ar ṫugais an cúntas ċuige. Abair leis gur tugais ⁊ eaċdraiġ dó, ⁊ ar an am céadna bí a' faire air nó go ḃfaiġ tú áṫmúr éigin air, ⁊ mairḃ é má 's féidir leat, mar ní ṫaḃarfaḋ súd Fionn duit, aċt do ċuirfeaḋ sé geasa eile ort, ⁊ ní ḃfuiġfeá an uair sin leis é. Do ḃíoḋ sé ó ġeasa go geasa leat nó go gcuirfeaḋ sé a gcruaḋ ċás éigin tú ⁊ do ṫuitfeá a ndeire na dála lé's na geasa."

Cioḋ tráċt, ceileaḃraid Diarmaid ⁊ an rodaire lé céile ⁊ imṫiġeann Diarmaid ⁊ an t-aṁus a' ciorrúġaḋ an ḃóṫair abaile ⁊ ní h-aisístear a n-imṫeaċta nó gur rána-gadar an áit go raiḃ Fionn ar láiṁ ag'n rí, ⁊ ar ṫeaċt do láṫair do Ḋiarmaid, d'órdaiġ sé do'n rí Fionn do leigean amaċ. "Ar ṫugais cúntas ċúġam cad a ḃain a ḟúil a ġruaim ⁊ a ġáire de'n rodaire?" "Do ṫugas," arsa Diarmaid, ⁊ do ṫosuiġ Diarmaid ar eaċdraiġe dó nó go ḃfuair sé ailíḋe éigin ar an rí, ⁊ gur ḃuail le béim d'á ċloiḋeaṁ é gur sgar an ceann ó'n gcodlain aige. Ní stad do ḋearna sé aċt sásgaḋ ar na glais ⁊ ar na doirse do ḃí eadar é féin ⁊ Fionn do ḃriseaḋ, nó gur ṡrois é, ⁊ gur ṫug leis amaċ as a' bpriosún é. Do ḋinn Diarmaid rí ar an oileán de'n aṁus sul ar imṫiġ sé, ⁊ adubairt leis, má ḃíoḋ sé ann aon ċruaḋ ċás go deó, sgríoḃ ċuige féin. Do imṫiġ Diarmaid ⁊ Fionn d'ionnsuiḋe a loinge ⁊ dob' uaigneaċ brónaċ an t-aṁus 'na ndiaiġ, ⁊ ní haisístear aon ṗiuc d'á n-imṫeaċta nó gur

rángadar calaiṫ ṗuirt a n-Éirinn. Níor ḃ'ḟada dóiḃ i dtír a n-Éirinn go nduḃairt Fionn lé Diarmaid go raiḃ an ḃean do ṫug ċum siuḃail é fein 'na beaṫaiḋ fós, ⁊ go raiḃ sí lé seaċt mbliaḋna ag foġluim draoiḋeaċta, "ċum mise do ċur ċum báis," ar sé, ⁊ feuċaint dá'r ṫug Fionn siar do ċonnaic sé prioċán a' teaċt d'á n-ionnsuiḋe gaċ ndíreaċ. "Maiseaḋ, a Ḋiarmaid," arsa Fionn, "is dóiġ liom gur ḃ'í a tá 'teaċt," ⁊ do ḃí sí 'na láṫair ar a' mball.

"Do ċeapas, a Ḟinn," ar sí, "gur ġeallais go mbeiḋfeá ad fear pórta agamsa nó go gcuirfeaḋ trí sluaisde criaḋ lé'd ċúl 'san uaig."

"Agus cá raḃais uaim ó soin, an faid a ḃíos a bpriosún agad' aṫair?"

"Do ċuir m'aṫair ar baile mé ⁊ níor feudas teaċt go dtí 'n anois," ar sí.

"Maiseaḋ, mur ar ḟeudais," ar Diarmaid "tá sé ceart agat Fionn do ċoimeád," ⁊ do ḃain Diarmaid uaig sa talaṁ, ⁊ aduḃairt sé lé Fionn síneaḋ in san uaig sin. Do ṡín Fionn, ⁊ do ċúṁdaig Diarmaid a ḋóiṫin criaḋ lé cúl a ċinn.

"An é t' fear pórta anois é?" ar Diarmaid, 'gá bualaḋ le clabta baise ⁊ 'gá cur amaċ ins an ḃfairrge gur báṫaḋ í.

Do ṫáinig Fionn ⁊ Diarmaid aḃaile go dtí 's na Fianna, ⁊ do ḟearraḋ na Fianna fíor ċaoin fáilte reómpa ⁊ do ḃí féasta mór aco lé h-áṫas mursair a d'ḟonn é ṫéarnaṁ aḃaile. Aċt is dóċa liom gur congḃuiġ na Fianna gréim maiṫ ar san amaċ ar Ḟionn.

Daingean uí Ċúise.

## COMPETITION XVIII.

The six best unpublished Irish songs or poems, taken from the mouths of the people. Nine Competitors. Prize, £5. Divided between "An Muiṁneaċ Díomsaċ,"—Tadhg O'Donoghue, Gaelic League, Dublin, and "Gaoḋal Óg"—Denis Reen, Kingwilliamstown, County Cork.

---

Four Poems from the Prize Collection sent in by
"An Muiṁneaċ Díomsaċ."

---

### DROIĊEAD-NA-TUAIRE.

[Mar d'aiṫris Miċeál O Foġlaḋa, atá 'na ċoṁnaiḋe ar Lagar-na-mban, i bparóiste Carraige-na-bfear, i gContae Ċorcaiġe, é.]

Ar mo ġabáil dam tre Ḋroiċead-na-Tuaire
Ar ṫuairisg mo stuaire ċailín,
'Seaḋ do casaḋ orm cnap tiġe 's é i n-uaigneas,
Gan teaċt braoin anuas air ná aníos;
Do bí Mallaí ⁊ Caití go h-uasal
Ar a leabaiḋ um a suaiṁneas 'na luiḋe,
'S lem' ċleasaiḃ gur ṁeasas í ḟuadaċ
Ar fad síos go Cluain-Ṁeala an ġrinn.

Do ġluaiseadar ar ṫuairisg na béite,
Agus do leanadar mé as mo bonn;
Do bíodar ag faġáil mo tuairisg gaċ aon ball,
Go dtángadar taoḃ liom mar raḃas.
Do ṗreabas im' ṡeasaṁ, 's do léimeas,
'S do láṁuiġeas an caol-eaċ breáġ donn;
'S a bfuil de ċapaill' ag a maireann d'a ngaoltaiḃ
Ní béarfaidís ar Ṡéamas ar ball.

Dar mo ḃara' 'sé an calaḋ do ṡnáiṁ me,
Im' sgafaire áluinn mear groiḋe,
Ar ṁuin staile do b'ḟearr i gClár Fódla
'S im' ṁarcaċ ba leoġanta san tír.
Rugas ainnir ċiuin ċailce tar teorainn,
Giḋ gur ṁeasas gur b'óg í mar ṁnaoi,
Go raiḃ an lasaḋ 'na leacain mar na rósaí,
'S ar Éirinn ní inneosainn cia h-í.

Buaċaill me ġluais leat go h-aonaċ,
'S go dtí Talaṁ-an-Éisg linn ar dtús;
Ar fúd go dtí Sacsain an Béarla,
'S gaċ oileán d'a mb'ḟéidir a ṡiubal.
Ba ṁinic i gcogaḋ na bpiléar me
'S me noċtta i m' léine i mbun ċúil;
'S innsím má bím gabṫa, naċ féidir
Go leigfear me ḋaoraḋ 'san ċúirt.

Is buaḋarṫa táid uaisle na Déise,
Ó airiġeadar an sgéal so dem' ḋruim;
Im' ruagairt ar fúd cuanta le piléaraib;
'S lem' ċruaḋ-stail go ndéanainn gaċ gníoṁ.
Nuair do ċualaiḋ an stuaire an sgéal-sain,
Do liuiġ sise ag géar-gol, 's ag caoiḋ,
Mo ċuid fola d'a dórtaḋ 'na slaodaib,
'S mí-ḟortún an tsaoġail ar mo ḋruim.

A Ṁallaí ná bíoḋ faitċíos ná gruaim ort,
Ó ṫárluiġis ar ḃuaḋairt mar ataoi,
Mar ní dailtín do beaṫuiġeaḋ ar cuaird me,
Aċt staraiḋe de buaċaill mear groiḋe.
Ṫugas searc-ṁín dod' ġeal-ṗíop i n-uaigneas,
'S ní ṁeasas tu d'ḟuadaċ tar toinn,
Aċt marcaiġeaċt an stail-ġroiḋe so fuaras,
Ar fad síos go Cluain-Meala an ġrinn.

Do ṫúirlingeas go socair dem' ċaol-eaċ,
'S do ṡíneas mo láṁ ḋeas lem' ṁnaoi,
Agus d'ḟiosruiġeas de lúibín na gcraobfolt,
Cad ba ġáḃaḋ ḋi beiṫ ag géar ġol 's ag caoiḋ;
Má's caṫuġaḋ 'tá ort-sa 'na ṫaoḃ sin,
Glac meisneaċ is pléisiúir d'a ḋruim,
'S ar a bfuil d'arm ag Riġ Sacsan ní staonfainn
Go sínfear me tréiṫ lag 'sa' ċill.

A ċríoċ-sain.

From "An Muiṁneaċ Díomsaċ."

## Reaca Breáġ mo Ċinn.

[Mar d'aiṫris Séamus O Ríordáin, atá 'na ċóṁnaiḋe ar an Maoilinn i gCarraig-na-ḃFear, i gContae Ċorcaiġe, é.]

Maidin aoiḃinn Fóġṁair
'S me ag gaḃáil an róid-so síos,
Do casaḋ cailín óg orm,
'S ag crudaḋ a bó do ḃí.
Ḃí gruaig a cinn mar an ómar,
Agus lasaḋ rós 'na gnaoi.
"'S é mo léan gan me 's tu pósta
A ċailín óig an ċroiḋe."

"Is maiṫ an t-am ṗósta é,
A ḃuaċaill óig," ar sí,
"Taḃair mo reaca ḋam-sa
'S is blasda ġeaḃair do ḋíol."
Ċuaḋmar 'dtí tiġ an ósta
Agus ḃíomar ar stól 'ár suiḋe
"Glaoḋ ar ṗuins do ḋóṫain,
Ṫiuḃraḋ fóiriṫin ar do ṫinneas croiḋe."

"Is duḃaċ an ḃean gaċ lá me,
'S is buaḋarṫa cráiḋte ḃím;
Gan dúil i ngreann ná i ngáire,
Go ḃfuiġead im' láiṁ é arís:
Tá gruaig mo ċinn gan táṫaḋ,
'S gan náid agam réiḋteoċ í;
'S cad do-ġéanad féin, a ṁáiṫrín,
Gan reaca breáġ mo ċinn?"

"A inġean óiġe, ná bíoḋ cás ort,
Ná buaḋairt tre lár do ċroiḋe;
Do-ġeaḃaiḋ sé an tsliġe so amárac,
'S cuir céad fáilte roiṁe;

Socaruiġ caṫaoir árd faoi
  I n-imeall no i lár an tiġe;
Sgiob a hata id' láiṁ leat
  'S do-ġeaḃair do reaca arís."

Do stadar féin ar feaḋ nóimit,
  'S ag éisteaċt leo is eaḋ ḃíos;
Ar leaṫ-taoiḃ claiḋ na teorann,
  'S mo reaca im' ṗóca ṫíos.
Ṫugas aon 'dar fiaḋ na feola,'
  Giḋ gur dóiġte ḃí mo ċroiḋe,
Gur ṁaiṫ an saoġal fad ó é,
  'S go raiḃ a sórt 'na gcinn'.

Ba ṁaiṫ an fear san ḃFóġṁar me
  Do'n té go mbeaḋ gnó aige ḋíom
Do-ġéanainn cruaċ no stáca,
  'S do ṫógfainn beárna claiḋ:
Do ṫreaḃfainn iomairí bána,
  'S do ċroiṫfinn gráinne ḋe'n tríol
'S do ċasfainn rúiste im' láiṁ ḋeis
  Dá ḃfuiġinn mo ṗáraṁ diġe.

A ĊRÍOĊ-SAIN.

From "An Muiṁneaċ Díomsaċ."

---

## "AR MO ṪAISDEALL SIUḂAIL."

[Mar d'aiṫris Máirtin O Murċaḋa, atá 'na ċoṁnaiḋe ar an mBóṫar-árd, i gC·rraig-na ḃFear, i gContae Ċorcaiġe, é.]

Ar mo ṫaisdeall siuḃail, cois leasa ar ḋrúċt,
  Maidin ċiuin 's me im' aonar;
'S eaḋ do ḋearcas cúilfionn ṁaorḋa ṁúinte,
  Gur ḃreáġta gnúis 'ná Hélen;
Ḃí a ciaḃḟolt fionn geal léi go h-úir,
  Go sgáinneaċ, fonnsaċ, néaṁraċ,
Go péarlaċ búclaċ, dréimreaċ, glúineaċ,
  'Na ḟlaoda' ar lúṫ go féar léi.

Ba ġeal é a píop, a cneas, 's a clí,
'S a ġean do bí gan aon loċt;
Do bí scáil na gcaor 'na leacain aoird
'S í i gcairmirt ġrinn le h-aol-ḋat.
A dá mama cí i meaḋán a coím,
Gan ċáim nár claoiḋeaḋ le h-aen-ḟear;
'S le n-a bán-ċrob ṁín is breáġ ċuirfeaḋ sí
Gaċ páirt de'n taoiḋe ar ḋaor-ḃrat.

Nuair ḋearcas í gan snas mar bí,
'Na h-aice suiḋe ba ṁéinn liom;
Ċum go n-áireoṁaḋ sí, no ar b'ḟios cia'r b'í
Ar b'í Pallas í, no Ḃénus,
No Diana, do ċlaoiḋ Acteon 'sa' ċoill
Le n-a conairt ċoiṁtiġ féinig,
No ar b'í an spéir-bean ċaoin le'r éaluiġ Naois,
'S na céadta ḋ'a ḋruim gur traoċaḋ.

Is fada i gcéin tar lear go léir
Do ṫánga féin fáḋ' ṫuairisg,
Le súil go léaġfá ḋúinn do sgéalta,
Cúnntas do réir mar fuairis.
Go bfuil trúip d'ár bpréiṁ tar srúill ag téaċt,
Do ruagaróiḋ Méaṫ-Poiċ uainne ;
'S mo ċuṁangraċ cléiḃ mar liuġfaiḋ béir
D'a dtúrnaḋ ar taoḃ gaċ mór-ċnoic.

Is ró-ḃreáġ an cunntas do léiġ an Cúilḟionn
Dúinne, do sgrúdaḋ a gael ċirt,
'S go raiḃ an Franncaċ luṫṁar tar éis a ċúrsa
Ṫar n-ais do ṫaḃairt go h-Éirinn;
Tá mo ṡúil le Riġ na nDúl
Go dtiocfaiḋ trúip d'ár n-éileaṁ,
Do ṡéidfiḋ búir, ar feaḋ na Muṁan,
'S dob' aitear liom dá dtraoċaḋ iad.

Tá láṁ Ríoġ an Doṁnaiġ leis an bFranncaċ
Ins gaċ ball d'a nglaoḋann caṫ,
Ní'l dliġe ná dream, d'a aoirde ar doṁan,
Ná go bfúigfeam fann gan faosaṁ;
Tá Rí Pruis' ṫall, 's an t-Impire i dteannta,
'S a mbuiḋean go fann lag traoċta,
Sin sgeiṁle 's sgannraḋ, le díoġaltas geall,
Gan ṁoill ar an dream sain Ḃéarla.

Ar teaċt na buiḋne 's an airm líoṁṫa
Ar ṫalaṁ tríd an Ċlár-Loirc,
Le ceol na gcloiḋeaṁ go dtógfaidís
An ceo de ċroiḋe gaċ páirṗir:
Sgólfar cinn de ḋeargaiḃ fín,
'S do-ġeaḃaiḋ flaiṫ Gaoiḋeal an fáilte,
Agus seoltar síoċ an gloine tímċeall
Go n-ólfamaoid a ṡláinte.

A ĊRÍOĊ-SAIN.

From "AN MUIṀNEAĊ DÍOMSAĊ."

---

## AN BUAĊAILLÍN FÍOR-ÓG.

[Mar d'aiṫris Séamas O Ríordáin é.]

Is buaċaillín fíor-óg me,
Ṫug mór-ṡearc do Ṁallaí báin,
Bím ag imṫeaċt gaċ tráṫnóinín,
Im' óinsiġ i ndiaiḋ na mná;
Do ṗiocadar mo ṗócaí,
De'n ór buiḋe 's de'n airgead bán,
'S fad ṁairfead-sa féin beo,
Bainfead ceol as an gcrúsga lán.

Tá mo ṁuintir d'a ḟíor-ráḋ liom,
Go sínfiḋ siad me i gcoṁrainn clár;
Mise caitte, críona,
S mo ċroiḋe 'stiġ d'a ṡníoṁ le gráḋ.

Ní ḃeaḋ aon iongna ann dá sgeinnfinn,
  No dá raċainn 's me féin do ḃáṫ',
I ndiaiḋ na h-ainnire so a ċráiḋ na mílte,
  Tá dom' claoiḋeaċant 's dom' ċur ċum fáin.

A Ṁícíl óig na n-árann,
  'Dé an cás ort naċ mairir beo;
Do ṡiuḃló'inn oiḋċe is lá leat,
  'S dá mb' áil leat tu ġaḃáil mar stór;
Seo giní óir ar láiṁ leat,
  I dtiġ an tábairne ⁊ teiriġ ag ól,
Agus tarr-sa féin amáraċ,
  Go dtí an mbeárnain ⁊ bead-sa róṁat.

A Ṁícíl óig na páirte,
  Naċ cásṁar 's naċ dubaċ é ár sgéal;
Mise beiṫ d'ḃur ḃfágaint,
  Mo ċéad slán leigean liḃ go léir:
Mar is ṫíos ag an bPasáiste
  Tá an t-árṫraċ, 's a snuaḋ le gaoṫ,
'S go deiṁin má raġad tar sáile,
  Go bráṫ ṫu ní ḟeicfid mé.

A ĊRÍOĊ-SAIN.

From "AN MUIṀNEAĊ DÍOMSAĊ."

---

hree Poems from the Prize Collection sent in by "Gaoḋal Óg."

---

## AIRGLINN NA gCRAOḂ.

Maidin ġeal 's me ag éirġe amaċ
  Coir Airglinn na gcraoḃ,
'S eaḋ connac an ḃean ag teaċt i ndeas
  Mar ṫuitfeaḋ ga ó'n ngréin.

Ba ċíorṫa casta dlaoiṫeaċ daiṫte
  Sníoṁṫa sraṫaċ saor,
'S go bráṫ beiḋ gean im' ċroiḋe ⁊ searc
  Do Ḃrigid ḋeas Ní Néill.

Do ṡiuḃlas pras go dtána i ngar
  I gcoṁgar ceart do'n ḃé,
Do ṗreab mo ḋearc mo lúṫ mo neart
  Gur ṫuiteas lag i bpéin,
Go dtiuḃrainn maiṫ na ríoġaċt ar fad
  Agus saiḋḃreas an tsaoġail,
Go mbeinn gan stad ag imirt cleas
  Le Brigid ḋeas Ní Néill.

Ar ḃán-ḃrat cúmṫa cáig is colúir,
  Le slaċt is lúiṫe méar
Croiḋe na n-uḃall fá ḃláṫ na húire
  Is fionnaċ subaċ fá réim.
Éirg ar srúill i ndeállraṁ siuḃail,
  Is craoḃċa fionn go léir
'S gan bean san Muṁain do-ġéanaḋ súḋ
  Aċt searc is rún mo ċléiḃ.

Ba ġlaise a súil 'ná luiḃ ar drúċt
  Maidin ċiuin i ngaorṫ',
Ba ḃinne liom mar ṡeinneaḋ ciuin
  Ná ceol na Muṁan go léir.
Cuiṁeasgar cúmṫa ḃí 'na gnúis
  Gile 's lonnraḋ caor,
Éclips d'ḟúig ar ṁnáiḃ na Muṁan,
  'S í searc is rún mo ċléiḃ.

Ba ġile a crot 'ná an eala ar ṡruṫ
  'S ba ḃinne a guṫ 'ná an t-éan,
A bráġaid mar lil do ġéar-ġoin me
  'S í ag síorraiḋe 'caiṫeaṁ saeġeaḋ.

Trem' ṫaoḃ d'a gcur gan ḟaosaṁ dam
  Cois Airglinn na gcraoḃ,
'S dá mbeaḋ Éire agam go roinnfinn leat í
  A Ḃríġid ḋeas Ní Néill.

Slán bíoḋ leat anois mar ḃean,
  'Pé tír gurab as tu féin;
Ní'l agam maċa bó ná cearc
  Ná aon rud eile 'san tsaoġal.
Ní'l tiġ agam go raċainn ó'n sioc
  Aċt beiṫ amuiġ fá'n spéir,
Aċt ġeaḃair-se fear is ġeaḃaiḋ sé leat
  A Ḃríġid ḋeas Ní Néill.

From "Gaoḋal Óg."

---

## An Ḃeistín Liaṫ.

Ṫíos i Spáidín Alban
  Tá an ainnir-ḃean is áilne cum,
Is aice tá an gáire geanaṁail,
  'S is taiṫneaṁaċ do ġaḃann tar drúċt.
Dá sínfinn mo láṁ ḋealḃ ċugat
  Ní ċrapfá í gan cárt de'n lionn,
'S anois ó táim gan airgead,
  Do sgapfainn é dá ráiniġ ċugam.

Dá mbeaḋ an t-éadaċ nuaḋ agam,
  Ba ḋóċa ná beinn-se agat;
Do raċainn-se ar bur n-eolas
  Ag spróḋaireaċt le cailín deas.
Do ṫiubrainn maċaoi bó ḋi,
  Agus eolas ar an éisg i sruṫ,
Marcaiġeaċt fada ar óig-eaċ,
  Dom' stóirín dá dtiġeaḋ sí liom.

Is gleoiḋte deas é an t-éadaċ,
  'S is néata mo ḃeistín liaṫ;
Is cosaṁail leis an mbréidín
  Do-ġéanaḋ na mná 'sa tsliaḃ.
Do ḃí sí agam ċoṁ néata
  'S go raiḃ na céadta ban ag riṫ im' ḋiaiḋ,
Saying, "pray, who made your waistcoat?"
  'S naċ néata í mo ḃeistín liaṫ!

Ṫall a deineaḋ í úcaireaċt
  De'n ḃúrṫaiġ 'san ṁuileann geal,
Cnapaoi, snáṫ, is móṫaor
  Ó Lúndain go dtángadar.
Táilliuir do ḃí 'san nDuḃ-ġlais
  Go raiḃ faisionn ceart sa ṁéir aige,
Ḋein ḃeistin Ṡeaġáin ċoṁ cúmṫa
  'S go siuḃluiġeann sí féin istiġ.

Féaċaim ar a taoiḃeanna'
  Agus sílim gur ḃreáġ í a sgéiṁ;
Iompuiġim ċugam arís í,
  'S ḃíonn mo ċroiḋe istiġ ag gáirí léi.
Do ḃain sí iṫe an ḃiḋ ḋíom,
  'S do laġduiġ sí ró-ṁór mé im' ċéill,
'S go ḃfuiġinn céad púnt le mnaoi aca,
'S gan níḋ agam aċt mé im' ḃeistín léiṫ.

'S a Ṡeaġáin is olc an díol ort
  Ḃrísde ná ḃeist do ḟaġáil,
Go ḃfuil sí leat 'na straoile
  Síos go dtí an féar ag fás.
Dos na mnáiḃ do ṫugais íoċtar
  I ndíoluiġeaċt na ḃeiste ḟaġáil,
Cuir aḃaile arís í,
  'S geaḃair ḃrísde de'n ara is fearr.

Cuirfead abaile arís í
  'S is maiṫ liom an t-offer ḟaġáil;
Ceannó'd ḃeirt is bríste
  Do ṁairfiḋ dom go lá mo ḃáis.
Ní'l aon óig-ḃean ċailce aca
  Ná sean-ḃean do-ġeaḃainn 'sa' tsráid,
Ná tiuḃrainn di bar ḃfallainge,
  Sin seanċus ar ḃeirtín Ṡeaġáin.

From "Gaoḋal Óg."

---

## Dá bpósainn bean ruaḋ.

Dá bpósainn bean ruaḋ, níor ḃuan é mo ḟaoġal aici:
Dá bpósainn bean ḟionn, ḃeaḋ súile ró-ċlaona 'ci:
Dá bpósainn bean ḃreáġ, ḃeaḋ grάḋ ag gaċ aon'ne ḋi:
'S idtaoḃ na mná duiḃe seo, deaḃar ḃeann ḃíonn ag aon 'ne 'rri.

Dá bpósainn bean daṫamail, 's é a laḋaṁas do ċéasfaḋ mé:
Dá bpósainn-se cairiún, ḃeaḋ caṫuġaḋ lem' ḟaoġal orm:
Dá bpósainn bean sráide, níor ḃ'ḟuláir go mbeaḋ tae agam ḋi:
'S go gcráiḋtear mo ċáirdeas, má ṗósaim mná aon'ne 'ca.

Dá bpósainn bean uasal, níor ṁór dam ḃeiṫ éasgaiḋ ḋi:
Dá bpósainn-se tuarġaire féin' ṫuairim ní réiḋfimís:
Dá bpósainn bean stuamḋa, ba ṁór leis an saoġal dam í:
'S dá bpósainn-se tuasaċ, is suasaċ mar ḟéaċfaḋ sí.

I dtaoḃ cailín tiġe ṁóir, níor ḟuairc liom an ḟad ṁairfinn í,
Ḃíonn a greim ró-ṁór is a sluġaḋ ró-ḟada aici;
Nuair ólann sí an t-uaċtar, ḃíonn ruaig ar na cait' aici,
Is déanann sí an riaḃaċ ar ċodlaḋ go headarta.

I dtaoḃ ingin' ḟir an tábairne, ní ġráḋfainn i n-aonċor í;
Ḃíonn gloine ins gaċ láiṁ léi, is cárt os gaċ réic aici;
Iṫeann gan náire smior cnáṁ na bfear ġéilleann di,
'S cia aiṫneoċ' amáraċ í nuair ḟáisgfeaḋ sí stays uirri.

Is é duḃairt mo ṁáiṫrín, "Ní háḃḃar duit aon'ne 'ca:
Ċaiṫfidís d'ḟagáltas 's ní ḟágfaidís réal agat ·
Dá bpóssá-sa spéir-ḃruinneal ṁoḋ'ail tais ċiuin ṁaorḋa'ca
Ar lár ḃeaḋ sí amáraċ gann náid ar doṁan déanta 'ci."

An cailín ó'n sliaḃ is í siúd do b'ḟearr liom,
Ċruḋfaḋ sí an ḃó, is do ḃréagfaḋ sí an leanḃ ḋam,
Do ṡníoṁfaḋ sí an líon mín agus garḃ ḋam,
Is do-ġéanaḋ sí an cíos de'n im is de'n ḃainne ḋam.

From "Gaoḋal Óg."

---

**COMPETITION XIX.**

The six best unpublished Irish Folk-stories or songs, taken from manuscripts. Four Competitors. Prize, £3. Won by J. O. S., Cahirciveen, County Kerry. The collection was copied for J. O. S. by "Caoilte mac Ronáin,"—James Fenton, Streamstown, Westmeath. These poems will be published in the *Gaelic Journal.*

Dr. Hyde gave an additional prize of £1 to "Cill Árd,"—Thomas Houlihan, Killard, Doonbeg, County Clare,

---

Five Poems from the collection sent in by "Cill Árd."

---

## 1. Molaḋ Ṁóna Móire.

Áit atá i ngar do Ċill-Rois i gConntae an Ċláir.

---

A ṡuaḋa nár ċeaċarḋa ar seanċus laoiḋe,
Is ar mearḃall ḋíḃ i mḃanḃa fós
'S gurab uaṁan le n-aiṫris t'réir tairdil na gcríoċ
Ḃur ndearmad fíor so ar Ṁág-glas na slóg.
Tá fuaim glan an glaise ó'n Sionainn ḃig tríd,
Agus fuaim-guiṫ na h-eala ann go pearsanta ar linn,
Is suaḋ-ḃruic i sgairtiḃ is sionnaig i gcoill,
'S an seaḃac ar ċraoiḃ ná meaṫfaiḋ go deo.

Is árd í cuairt Phoebus feaḋ na trean-ċruinne móir',
'S a ṡamail im' ḋóiġ níor ḃreatnuiġ riaṁ;
'S gurab ann fuair Phlégeton an ċéad deoċ le n-ól
Faoi ḃéimeannaiḃ teo doḃ' innealta í a rian.
Tá barr ag a ḃéiṫiḃ i mḃéasaiḃ 's i meoin
I ṁbreáġṫaċt 's i ndaondaċt i léiġeantaċt 's i gclóḋ,
'S an tsár-ḟuil sin Ġaeḋil Ġlais ġlac réim ar Ṁóin
Ṁóir,
'S na Récsa ba ṁó ḃí i mḂanba riaṁ.

Is géagaċ ramar leaḃar do ṫigeann na crainn,
An siceamóir díreaċ, dair is leaṁán,
Is séadar gan ċamaḋ, bocsa agus beech,
Poplar, draiġean, 's an troileaċ do b'ḟearr.
Phoenics ann fanann go gcaiṫeann a haois,
Nó go n-éagann 'san lasair 's go gcasann arís,
'S an Ġréagaċ ḃí ar seaċmal t'réis gaisgiḋ na Traoi
Gur annsúd do fríṫ é, dá ḟaid do ḃí ar fán.

Is aoiḃinn an t-ionad é, 's sroṫanna ag tál,
Is peannaid an ḃáis níor braiṫeaḋ ann riaṁ,
'S an inntinn ḃeaḋ caiṫte le galar nó cneáḋaiḃ
Ar ḃlaiseaḋ na Spá ní ḟanfaiḋ a rian.
Saoṫar na n-eaċraḋ ar ṁaċaire an ráis,
Féile gaċ flaṫa agus aṁarc na mbárc,
Is céad toraḋ tearca naċ aiṫniḋ do ċáċ,
'S gurab é do fuair Táphet soċma mar riar.

Tá iongnaḋ ann le n-aiṫris ná facṫar roiṁe
Ní ṫigeann an oiḋċe ag iomaiḋ le lá,
Aċt smóilín na maidne géis ṁara 's cearca fraoiġ
Ag cantain de ṡíor ar ḃruinniḃ an ḟáis.
Ḃulcan nuair caiṫeaḋ ó Ḟlaiṫeas, má b'ḟíor,
'Na ċréimire bacaċ ba ṫarcuisneaċ gnaoi;
'S gurab ann do fríṫ airm do Ċairbre ċaoin,
Nuair goineaḋ tre ḋíognas (?) Osgar 'san ár.

Is díreaċ gan feacaḋ gaċ leabar-ġain ’s ríġ
  Fá ḋuilliḃ gaċ mí ’s ná cailleann a ḃláṫ;
’S mar sgrúdar na reaċta gur ṗeacuiġ ann Íoḃ,
  D’a ḋeasgaiḃ an dís gur cuireaḋ ċum fáin.
Fiaḋ mór na mbeann(aiḃ) ’s an garḃ-ṗoc roiṁe
Tre ċuasaiḃ an ġleanna roiṁ ġearra-ċoin Ḟinn,
Gur faonaḋ a ṗearsa ’s gur baineaḋ de a ġnaoi
  Le guilinn do ḃí mar ḟeilg ’na ṫreoir.

From "Cill Árd."

---

## 2. Molaḋ Ṁáiġe Glaise.

Gearóid Mac Gearailt, ccc.

Fonn: "An Cnuicín Fraoiġ."

Is miṫid feasda tráċtaḋ ar ḋearmad na mbárd
  Ins an bfriotal ġasda fáiḋ-ġlic ċum dánta gus laoiḋe
Ná tug tosaċ áiriṁ do Ṁáiġ Ġlais na ngeal-ḃánta
  An leirg do ċeap Ádam ċum áitriḃ is Íoḃ.
Tá torṫa tearca ag fás ann, crainn ola ’gus oráistí,
  Is cná ċócó le faġáil ann gaċ lá ar an gcraoiḃ;
Tá an bile glas faoi bláiṫ aon ’na dtug an ċuaċ a
    hál ar,
  ’S a ṡaṁail ní’l le faġáil i n-aón ṗáirt eile ’n tír.

Is árd tá fiaḋ na mbeann ann ag tráċt de ṁaoilinn
    gleannta,
  ’S tá an eilit óg ag daṁas ann gan aṁras i gcoill;
Tá sionnaċ ruaḋ na meang ann, an broc i sgairt go
    teann ann,
  An girrḟiaḋ geárr i dteannta, ’s is raṁar an cuinín.
Tá an eala ar linn go buacaċ, an ḟaoileann ḃreac ag
    gluaiseaċt,
  An fiolar críonna i gcuasaiḃ, ’s gan luasgaḋ air ó’n
    ngaoiṫ;

Ar neoin 's eaḋ ċítear creaḃair ann, an smóilín binn ag labairt ann,
'S is clisce é cos an treaḃaic ann go crannda (?) le haoir.

Tá an Séadar riġin ag fás ann nár cuireaḋ puinn 'san Áirc de,
Mar ċanaid, an céad árṫaċ do ṡnáiṁ riaṁ ar tuinn,
'S gurab ann do cumaḋ bárca do'n ċuraḋ ċlisce Iáson
Do ġearraḋ sleasa ar sáile go ráinig an flíos.
Tá an t-uball an ċnó 'san t-áirne, faoi ċaora' a' lúbaḋ an cárṫann,
Saoṫar beaċ d'á fársgaḋ ann gan trágaḋ ann mar an Níl.
Tá an bradán geal le bás ann 's an breac le sluit ar láiṁ ann
An corran crosaċ (?) lán ann 's céad fáilte ċum suiġeaḋ.

Is taitneaṁaċ an áit é 's ní ṡroiċeann gaoṫ an ḃáis é
'S go dtug an treilg neáṁḋa le spás ann Oisín
'S gurab ann do ḃí molaḋ Ṗáiris ar ṫeaċt an uḃaill d'a láṫair
Do ṫeasgaruiġ na táinte 's ṫug áir-sgrios na Traoi.
Tá cúrsa díreaċ páir ann tre ċubar na líoga Spá ann,
Luiḃeanna cuṁra ar ḃánta' ann le faġáil ins gaċ mí;
'S an cliuice súiġte tráiġte de ḃrúid ṁuirc dúir gan sláinte
Dá gcaiṫfeaḋ sé trí lá ann ḃeaḋ 'na ṫán-rit arís.

Gaċ buinne leaḃar de'n árd-ḟuil ḃa ċlisce i gcuing le náiṁdiḃ
Ar ḃaṫaraiḃ ḃa ġnáṫaċ fá láiṁ-ġliocas Ḟinn,
'S gurab é d'ionnsuiġ Conall Ceárrnaċ t'réis ruaṫair ar Ċlár-luirc

Ag imirt díoġaltais báis ġaoil-ḃráṫar mar ḃí,
Is ann do ṫug Mac Dáire leis t'réir taisdil triúċ an Ḃláṫnait,
Ṫug éag na seaḃacán leis fá ṫán-reaṫaiḃ draoiḋeaċt';
Agus Pádraig nuair ṫáinig do ḃeannuiġ Críoċa Fáil dúinn
Gur ḋúbluiġ sé an bárr air le breáġṫaċt os gaċ tír.

Tá béiṫe múinte ġnáiṫ ann ionnraic fiúntaċ fáilteaċ
De ṗlúr-stoc Muṁan nár cáineaḋ i n-am ġábaiḋ ar a ngníoṁ
Go lúinneaċ lonnraċ fáinneaċ craoḃ-ḟuilt fionn gaċ báb díoḃ,
Mar ġéis ar siuḃal 's í a ndeállraṁ i sgáil-tiġ an aoil.
Ní'l cúrsa ar ḃ'ḟiú é tráċt air ó ṫúirling Maois i ngrásaiḃ
Caorṫa teinte Ṡádaim nuair deárnaḋ ḋe spríos
Craoḃċa crainn is cága agus naosgaiġ na gcaoil-srága
Ná go dtarraingiḋ le snáṫaiḋ ar ḃán-ḃruit' go cruinn.

Ní slad ná díoġluim dánta de ċríonlaċ fuiġleaċ fáiḋe
Ná líonaḋ laoiḋe le solátar na mbárd(aiḃ) gan treoir
Do'n ionad oiniġ fáilteaċ é criosdal-ċnú gan ċaineaḋ
Ar dtús rug clú agus bárr léir ó'n árd-ċruinne ṁóir.
Tá taoiḋe d'ḟíontaiḃ Spáinneaċ' de ḟíor ag tiḋeaċt id' láṫair,
'S an t-íota ċlaoiḋ na táinte nár fágaḋ ann deoir;
De'n Ċléir bíonn dís gaċ tráṫ ann, do'n éag má taoir i ngáḃtar,
S an ċraoḃ t'réir saoṫair Ċláir-luirc gur fágaḋ i Móin-ṁóir.

From "CILL ÁRD."

## 3. Tomás Ó Míoḋċáin, cct.,

Fonn: "Caitilín Triall."

Is claoiḋte me i gcreaċaiḃ gan tapaiḋ gan treoir
Im' ċaiṫeaṁ mar lóċran lasta le pian
Le fíor-ġean is taiṫneaṁ do ċailín deas óg
'S ní caille ḋuḃ ċrón mar Ċaitilín Triall.
Ní iarrfainn le m' ċailín ba seasga ná stór
Iarṁuis ná eallaoi cnuic earraoi ná ór
Le mian ḃeiṫ léi i ngarraḋa gan ċeasnaoi' gan ċeo
'S ag blaiseaḋ a binn-ḃeoil gan ṁairg gan ċiaċ.

Ní ciaċ liom mo ċeastas, a ḟearc is a stóir,
Gur ċleaċtas-sa ceolta is aiteas gan sriain,
Cé ḃíonn gaċa maidin an aindeise im' ċoṁair
Go ḃfaġainn í ar neoin fá ḋeireaḋ ins an tsliaḃ.
Do ċaiṫfinn-se pingin i gcuideaċtain spóirt
D'ólfainn 'na coinne sin sgilling is coróin;
Dom' Ḃuig ná ḋom' Ḃéaḃar níor ḃaoġal bean an óil
Ní ritim leo sgór seaċtṁain ná bliaḋain.

Ba ṁinic me i n-aice na ḃflaṫ(aiḃ) is mó
'Dir Ċorcaiġ na seol is Gailliṁ na n-iasg,
Nuair ná bíonn gáḃaḋ aca ná spleáḋċas lem' ġnó
Ní mór go ḃfaġaim póg na Ḃeannaċaḋ Dia.
Do ċuirfinn-se seanċas Banba i gcló,
Do ċanfainn go taiṫneaṁaċ airtí agus sgeoil,
Ba binne mo ḃearsa ná téada(iḃ) an ċeoil,
Gur ċailleas le róis mo ṁisneaċ 's mo ċiall.

'S a ċéad searc 's a ċumainn ná fuiling mé i mbrón
Gur fear me i n-am spóirt ar faiṫċe no ar fiaḋaċ
Lá Earraiġ le luige níor sguireaḋ riaṁ fós
I dtosaċ ċaoil-ḟóid mo ḟeirseaċ fial.

Bíonn mo ġarrḋa gan balaiṫe seaca ná reó,
Ní'l gaḃaḋ 'gam' ċuid braṫa le dearga ná hóir,
Is annaṁ ceal féir ar mo laoġ ná 'r mo ḃó,
Mo ċapall ní stróiceann giorta ná srian.

A ġráiḋ ġil mar ċéile ná héiṁiġ-se góḃail
Le soilḃ-ḟear sogaċ gan ceilg 'na ċliaḃ;
B'ḟearr 'ná mór-ṫallaċ de ċlannaiḃ mac Lóir,
Beaḋ a' tarrac barróg ar ṗairce de ḟliaḃ.
Ní'l baoġal ar ár mbeaṫaiḋ fad ṁairfimíd beo,
Aċt an saoġal-so do ṁeallaḋ 's do sgaipeaḋ le sgóip,
Gan éiteaċ gan aċarann spairinn ná gleo,
Mar ḃíonn ag Móir is ag Murċaḋ Ó Siaḃail.

From "Cill Árd."

---

## 4. Aisling Ṁeaḃail.

Aoḋagán Ó Raṫgaile, cct.

Aisling ṁeaḃail d'eagail m' anam
Seal gan tapaiḋ seang tím tréiṫ,
Frasa carb trasna mara
A' teaċt i ndeas go teann faoi réim.
Dragain ṁeara i dtarac caṫa
I n-airm' ġreanta an tréan-tsíl ċéir,
Leagaḋ ar Ġallaiḃ aca is bargaḋ
I bfearann fairsing ceann-ċríċ Néill.

'Measg gaċ banna dearcas seaḃac
Leaḃar-lannaċ leaḃair-ġníoṁaċ tréan,
Brat ar 'asnaiḃ, coileaċ caṫa,
D'aicme Raiṫlinn seann-ġríḃ Gaeḋeal.
Creaṫaid flaiṫis, bailte, daingin,
Ranna mara 's campaoi i gcéin
D'ḟeartaiḃ arm-gairge an Aicil
Ġeallas ceart an treann-Ríoġ pléiḋe.

From "Cill Árd."

## 5. SEAĠÁN CLÁRAĊ MAC DOṀNAILL, cct.

Fonn: "Rodney's Glory."

Ar maidin indé agus mé dom' ṡuan
Le haṁarc an lae 's gan Phoebus suas,
Do dearcas an réaltan ṁaorḋa uaim
'Na seasaṁ ar ḃuaic an ḃán-ċnuic.
A mala ba ċaol ar a héadan stuaim',
A ramar-rosg réiḋ 'cur gaeṫ(iḃ) uaiḋ,
A carn-ḟolt dréimireaċ léi na ḋuail',
Ag éirġe suas
Le héigean buaiḋ,
'S ba ṡaṁail a gné le géis cois cuain,
'S í ag téarnaṁ anuas im' ḋáil-se.

Tráṫ dearcas-sa féin an réaltan uaim
Le hanḟaiṫe i bpéin trem' néaltaiḃ suain,
D'ḟiosras go séiṁ de'n ḃé cá'r ġluais,
No ar ḃ' eagal léi buaḋairt i gClár-luirc.
D'ḟreagair an réaltan me go duairc,
Ag sreadaḋ na ngéag 's ag éiġeaṁ go cruaiḋ,
"Ní heagal dam aón tar éis mo ċuard';
Ní hé mo ḃuaḋairt,
Aċt Séarlus uaim,
A ġarraḋ go léir 's a ċléir go suar
Is galla go buan 'na n-áitreaḃ."

"Cia tu féin 'tá ag déanaṁ cuṁaiḋ?
An tu Pallas na sgéiṁe ṗléiḋ an t-uḃall?
No Minerḃa féiṁ do réiḋeaḋ gaċ cúis?
Freagair go huṁal dom' ráiḋtiḃ.
Ní haiṫnid dam féin tu a ṗéarla leaḃair;
An tu Iúnó ċlaon no Hélen ṁoḋ'ail?
No an tu Déirdre do léim tar srúill?"

"Ní mé n-a samailt
Aċt Éire duḃaċ,
'S gurab é fáṫ mo léin na Gaeḋil fá smúit,
Cé gur calma é a gclú tar lán-ṁuir."

"A ainnir ċiuin tréiṁ 's a réaltan ċaoin
De ṁaiṫiḃ na laoċ mear tréan tar tuinn,
De'n aicme ba ġléir' d'ḟuil Éiḃir Ḟinn,
Cad déarfá díoḃ an tráṫ so?
Is camarsaċ péarlaċ craoḃaċ buiḋe
Do ċarn-folt néata ag teaċt go bís,
Go craipinneaċ créimreaċ slaodaċ slinn,
'S do ṁaise mar ḃíoḋ
Ar Ṁédea an ġrinn,
An ainnir ġeal tréiṁ do ṗléiḋ an slíos,
'S tug taiṫneaṁ a croiḋe do Iáson.

'S má's tusa agam Éire céile Ír
'S gaċ curaiḋ ba ṫréan ó aimsir Ṁaoir,
Aiṫris dam féin, a ṗéarla an ġrinn,
Cá fada bear Gaoiḋil fá lán-smaċt?"
"Do-ḃeirim-se féin mo ḃréiṫir díḃ,
Fá seaċtṁain ó indé no t'réis trí ṁí,
Go bfeicfiḋ siḃ Séarlus Maor 'na Ríġ
Gan buiḋeaċas puinn
Le faoḃar-neart cloiḋeaṁ
Sas'na go léir fa ċléire' arís,
Is aiṫris gan ṁoill dom' ċáirde é."

From "Cill Árd."

---

*Competitions in Singing.*

**COMPETITION XX.**

Male voices. The best rendering of a song in Irish. Ten Competitors. Prize, £3. Won by P. O'Shea, Lismore. The award was objected to, on the ground that Mr. O'Shea was a professional singer.

### COMPETITION XXI.

Female voices. The best rendering of a song in Irish. Thirteen Competitors. Prize, £3. Won by Miss Norma Borthwick, London.

---

## *Competitions in Recitation.*

### COMPETITION XXII.

The best recitation in Irish, either prose or poetry. Ten Competitors. First prize, £2. Won by John O'Leary, Clondrohid, Macroom, County Cork. Second Prize, £1. Won by Denis Lynch, Dublin.

---

### COMPETITION XXIII.

The same, for Juniors. Prize, £1. No entries..

---

## *Competition in Dancing.*

Irish Reel and Jig. Eleven Competitors. Prize, £1 1s. Won by John O'Leary, Cork.

---

## *Irish Spelling Reform.*

### COMPETITION XXIV.

For a paper on "A Standard Spelling of Irish ; the principles on which it should be based ; and the best means of securing its general adoption." Five Competitors. First Prize, £10. Second Prize, £5. (Presented by His Grace the Most Rev. William J. Walsh, D.D., Archbishop of Dublin). No award was made, as the treatment of the subject was not sufficiently definite, nor was it original, in any of the papers.

---

## *Irish Pronunciation.*

### COMPETITION XXV.

For a paper on "The best method of indicating Irish pronunciation to English-speaking learners by means of a standard phonetic key." Three Competitors. First Prize, £6. Second Prize, £3. (Presented by His Grace the Most Rev. William J. Walsh, D.D., Archbishop of Dublin). No award was made, as in the case of the last competition, owing to the want of definiteness and originality in the papers received.

## *Prizes to Teachers.*

A valuable Silver Cup, of handsome Irish design, presented by Mr. William O'Brien, to be won by the National School Teacher who obtains the greatest number of passes in Irish for the year 1897. The trophy must be won three times by the same Teacher before it becomes his or her property.

Awarded to Patrick Murphy, Ballinakilla National School, Cahirciveen, County Kerry, who passed 43 pupils in Irish at the Results Examinations held in 1897—the greatest number of passes at that year's examinations.

The second and third places were also taken by County Kerry Teachers—Mr. John Hickson, Ardamore National School, Lispole, having secured 40 passes, and Mr. E. O'Sullivan, Castledrum National School, Castlemaine, 36.

The Judges remarked—"Considering that Irish can be taught only in the fifth and sixth classes, and that 80 per cent. of the pupils leave school before reaching the fifth class, these results are highly satisfactory."

---

## *Cleaver Memorial Prizes.*

For the National School Teacher in each of the following counties:—Kerry, Galway, Cork, and Mayo, who obtains *the highest percentage of passes* in Irish during the year 1897, taking into account the total number of pupils presented by them for Results in the fifth and sixth classes. First Prize, £3; Second Prize, £2. Awarded as follows:—

County Kerry—First Prize, Mr. Daniel O'Sullivan, Caherdaniel N.S., 93·3 per cent.; Second Prize, Mr. E. O'Sullivan, Castledrum N.S., Castlemaine, 84 per cent.

County Galway—First Prize, Miss Katharine O'Malley, Kilmilkin N.S., Maam, 100 per cent.; Second Prize, Mr. Nicholas T. D'Arcy, Clydagh N.S., 89·5 per cent.

County Cork—First Prize, Mr. Daniel Lynch, Coomhola N.S., Bantry, 69 per cent.; Second Prize, Mr. Timothy Scannell, Ballyvourney N.S., Macroom, 65 per cent.

County Mayo—First Prize, Mr. P. J. Burke, Carrowsteelaun N.S., Claremorris, 68·3 per cent.; Second Prize, Miss Sabina Heskin, Lochmask N.S., 68 per cent.

Prizes were also given in the grouped counties of Waterford, Donegal, Clare, Kilkenny, and Dublin. First Prize, £3—Mother Mary Patrick, Stradbally Convent, County Waterford, 60 per cent. Second Prize, £2—The Nuns of the Presentation Convent, Dungarvan, County Waterford, 50 per cent.

## *Prizes for Pupils.*

"Cleaver Memorial" Book Prizes were sent to the three pupils most proficient in Irish in each of the National Schools in which Irish is taught.

---

## LIST OF TEST SONGS.

1. Fáinne geal an lae.
2. Páisdín fionn.
3. Jimmy mo ṁíle stór.
4. Máirín. Music by Mrs. Needham.
5. Tóg suas an Ċláirseaċ. Music by Dr. Annie Patterson.
6. An Ċúilḟionn.
7. 'S a ṁúirnín dílis.
8. Peárla an ḃrollaiġ ḃáin.

---

## TEST PIECES FOR RECITATION.

SENIOR COMPETITION—Magaiḋ Láidir (Seán Ó Neaċtain).

JUNIOR ,, Marḃna Oiliféir Grás (Seán Mac Uaitéir Breaṫnaċ).

(As published in the *Gaelic Journal*, January, 1898.)

Printed by SEALY, BRYERS AND WALKER, Middle Abbey Street, Dublin.

# The Gaelic League.

**(FOUNDED JULY, 1893.)**

President—DOUGLAS HYDE, LL.D.
Vice-President—Rev. M. P. O'HICKEY, D.D., M.R.I.A.

## OBJECTS.

1. The Preservation of Irish as the National Language of Ireland, and the extension of its use as a spoken tongue.
2. The study and publication of existing Gaelic literature, and the cultivation of a modern literature in Irish.

**Annual Subscription for Members, - 5s.**
**For Associates, - - - 2s. 6d.**

Public meetings are held weekly, the proceedings being conducted in Irish, and also classes for the study of Irish, and for Irish Music and Singing.

The Gaelic League is strictly non-political and non-sectarian.

For Rules, Reports, and all information, apply to—

THE HON. SECRETARY,
GAELIC LEAGUE,
24 UPPER O'CONNELL STREET,
DUBLIN.

